# Brisleaċ Mór Maiġe Muirṫeimne

## Sgéal Ruḋraiġeaċta.

Seosaṁ Laoiḋe
do ċuir i n-eagar.

"Aċt gé do coilleaḋ mo ġeara,
Agus gé ṫáinig críoċ mo ré,
Noċa dtréigfinn-se mo ḃuaḋa
Ón sgéal do ċuala i ndé."
L. 38.






Clóḋanna Teo.:
Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1915.

# inṁeaḋónaiġe.

# RÉAṀRÁḊ.

Ní ḟeadar an cuiṁin le pobal an lae indiu téx do cuireaḋ amaċ sa ḃliaḋain 1907 .i. "Dearg-ruaṫar Ċonaill Ċearnaiġ." Coiṁtéx don téx soin "Brisleaċ Ṁór Ṁaiġe Muirṫeiṁne" atá dá cur amaċ anois. Ní'l i gceaċtar aca, dar ndóiġ, aċt bloḋ den aon sgéal aṁáin, agus is í an "Brisleaċ Ṁór" is tosaċ don sgéal soin. Is mór an t-iongnaḋ liom naċ é tús na sgéalaiḋeaċta do cuireaḋ i dtosaċ agus gan é d'ḟágḃáil ar deireaḋ ṫiar, mar is éigean dó ḃeiṫ indiu. Tuigṫear don tsluaġ naċ mise ṫug céad-aire don "Brisliġ" ná don "Dearg-ruaṫar," agus bíoḋ a ḋeiṁin aca, dá mbaḋ orm-sa im aonar do ḃeaḋ an gnó, go gcuirfinn síos mo sgéal i ndiaiḋ a ċéile fá mar atá sé is na láiṁsgríḃniḃ féin. Ba ċaillte an ṁaise gan sin do ḋéanaṁ, agus go dtuigid ár luċt tuaiṫe féin gur ceart rud d'innsint nó d'aiṫris ar an nós soin .i. "ní'l an t-aṁrán i gceart agam, is naċ féadfainn é ráḋ i ndiaiḋ a ċéile ḋuit."

'Seaḋ, tá an "Ḃrisleaċ" dá cur amaċ anois ar a hionad ċinnte féin, ní naċ loċt ar an té atá 'ġá sgríoḃaḋ so. Ar ḋá láiṁsgríḃinn do baineaḋ úsáid ċum í ċur le ċéile annso, cé nár ġáḋ, b'ḟéidir, aċt úsáid do ḃaint as ceann aṁáin aca, mar ċuirfead i léire feasda. 'Siad so iad, .i. 23 G 10 agus 23 K 7 atá i leaḃarlainn Acadaiṁe Ríoġaṁla na hÉireann. Log sgríḃinn (ní log di é, áṁ, is b'ḟéidir gur cuma ann nó as í, aċt dáta) do 23 G 10 fá ṫrí mar leanas:

"Deire le brísleaċ béimionnaċ mór na Con an tríṁaḋ lá do ġeiṁre bḟearraḋ dá ḋeiṫ agas aois ar ttíaġarna mur is follus an so bliaġuin is oċt ccéad ar míle is dúbuill dís gan stead" [=1805], l. 28.

"An xṁaḋ lá do ṁí October, 1805," l. 290.

"1806," l. 294.

Log sgríḃinn do 23 K 7 fá ċeaṫair mar leanas:

"Finis an seiseaḋ lá x do ṁí Ṁárta 1700," l. 59.

"Finis ar na sgríoḃaḋ le Doṁnall Mac Donnchaḋa do Ṡéamus ṁac Dúdlaing Ṁic Gearailt ar Droiċead na Ruaċtuiḋe an ḃliaġuinsi ḋaois ar ttiġearna 1700," l. 74.

"Finis ar Droiċead na Ruaċtuiḋe a ccontae Ċiarruiḋe Anno Domini míle ⁊ seaċt ccéad ⁊ dá

ḃliaġuin 1702 ⁊ an seaċtṁaḋ lá déag don Abraon. guiḋeaḋ gaċ aon léiġfear ar anmuin an sgríḃneóra .i. Doṁnall Mac Donnchaḋa," l. 160.

"Finis .i. Doṁnall Mac Donnchaḋa a nGleann Ó Ruaċta Anno 1701-2," l. 168.

Ní do-réiḋtiġṫe na háiteanna sin ar luaḋ ċuas.

Gleann Ó Ruaċta .i. Glanarought ar Béarla .i. tríúċa céad nó barúntaċt i n-oirṫear-ḋeisceart Contae Ċiarraiġe. Is í gleann na Ruaċtaiġe (.i. aḃa darab ainm an Ruaċtaċ) leis í, agus an aḃa ag sníoṁaḋ agus ag snáṁaḋ tré n-a lár.

Droiċead na Ruaċtuiḋe (.i. Ruaċtaiġe ó ċeart) .i. Roughty Bridge ar Béarla .i. droiċead atá ar an Ruaċtaiġ ag á bun (.i. ag á béal)—go deiṁin féin d'ḟéadfaiḋe *Bun na Ruaċtaiġe do ṫaḃairt air agus a ċoṁgaraiġe don ḃun féin é, aċt ní ḟeicim an t-ainm sin i bḟeiḋm indiu. Tá an droiċead soin trí ṁíle lastoir den Neiḋín .i. den ḃaile beag atá coṁgaraċ do Ċeann Mara .i. do rinn ḃig talṁan atá ar ḃruaċ Inḃir Sgéine.

Dá ḃárr soin uile, i gCiarraiġe do sgríoḃaḋ 23 K 7, i bḟíor-ġar don Neiḋín.

Droċ-láiṁsgríḃinn, .i. ceann liobarnaċ

Líobóideaċ, 23 G 10, nár ċeart aon úsáid do ḃaint aisti aċt i gcaḃair earḃaḋa do ḃeaḋ go cinneaṁnaċ i láiṁsgríḃinn ṁaiṫ, agus eagarṫaċ dá ḟeaċnaḋ féin uirṫi i gcoṁnaiḋe. Cionnus soin? arsa siḃ-se. Tá, nár ṫuig an sgríḃneoir (.i. an té d'aiṫ-sgríoḃ í) aċt cuid ḃeag den ċaint do ḃí aige dá cur síos, is na céadta tuaṫal aige, agá ḋéanaṁ soin dó. Cia do ċreid-feaḋ gur ar an láiṁsgríḃinn loċtaiġ sin aṁáin do baineaḋ úsáid ag an ċéad eagarṫaċ? Téx seanda do ḃaint ar droċ-láiṁsgríḃinn do cuireaḋ le ċéile i dtús na naoṁaḋ haoise déag .i. san am a raiḃ mórán droiċ-sgríḃneoireaċta ann agus í seo 'na haonar i ḃfeidm agus i ḃfíor-úsáid! Ní haon iongnaḋ go raiḃ trioblóid an doṁain orm-sa ó ṡoin, go mór-ṁór ó ḃí na ll. 1–24 'na gcearnógaiḃ rian-ċló! Dá ḋeasgaiḃ sin, ní'l an ċuid sin, .i. tús an leaḃair, coṁ maiṫ le n-a ḋeireaḋ, mar ṁeasaim féin ar aon ċuma.

Nuair do ṫeip an ċéad eagarṫaċ glan orm agus gur ṫairngeas an gnó ċugam agus orm féin, do ṡaoileas go ḃféadfainn leanaṁaint don láiṁsgríḃinn gur ḃain sé

úsáid aisti. Do rinneas díċeall ar leanaṁaint di, aċt má rinneas féin, níor ḟéadas soin ar a holcas—dob' éigean dam í do ċaiṫeaṁ uaim mar sgríḃinn bun-téx. Do ḃíoḋ ceartuġaḋ uaim innti gaċ aon ré ḟoluis agus mé i n-aṁras agus i gcás idir ḋá ċoṁairle go mion minic i dtaoḃ an ċeartuiġṫe ba ḋliġte ḋí. Ṫáinig seirḃṫean orm fá ḋeireaḋ, agus an láiṁ-sgríḃinn eile, .i. 23 K 7, naċ ḃíoḋ agam go dtí sin aċt 'na ġléas ċeartuiġṫe téx do ṫairngeas ċugam í (.i. ó l. 41 anuas) agus do leigeas do 23 G 10, aċt aṁáin laoiḋ nó ḋó do ḃaint aisti sin naċ raiḃ i 23 K 7, agus go deiṁin díḃ tá aṁras agam ar na laoiṫiḃ sin féin .i. nár ḃain-eadar don téx ó ṫús.

Anois, i dtaoḃ 23 K 7 féin, is dear gleoite cruinn ceart an láiṁsgríḃinn í. Ní ḟeadar ḋen doṁan ḃraonaċ cad ċuige nár baineaḋ an téx aisti ó ṫús go deireaḋ. Á! ba ċaillte an ṁaise í leigean i bḟaill-iġe! Ṫugas fá ndeara go bḟuil roinnt ċúinní agus ṁarḃán salaċ ó láṁaiḃ sean-léiġṫeoirí ar ċuma gur do-léiġṫe an téx ar uairiḃ. Aċt ní haon rud é sin—d'éiriġ

liom féin iad soin do léiġeaḋ agus 23 G 10 im ċaḃair ċuige. Seanḟocal dó:

> “Is minic bromaiċín giobalaċ
> 'Na ḟiorraiċín cumasaċ.”

Tá mórán focal sa téx so gur deacair a réiḋteaċ 'na gceart, agus ní husaide an deacraċt soin an ċéad eagarṫaċ do ṫarraing droiċ-ṫéx ċuige dá ḋeoin féin. Dá mbeaḋ an sgéal fúm féin ar fad i láṫair na huaire seo, do ċuirfinn, ar nós na Reaċrannaċ, na ceiṫre cearnóga fiċead rian-ċló úd go hIrt na gcaorach fionn gan deis fillte aca ar Éirinn go deo deo ná go bruinne an ḃráṫa, agus do ṫairngeoċainn orm an láiṁsgríḃinn deas Ċiarraiġeaċ úd 23 K 7, is ní stadfainn den ċúrsa soin go mbainfinn an sgéal go léir aisti is gan bac le n-a malairt de láiṁsgríḃinn aċt nuair dob' éigean easḃaḋa do líonaḋ isteaċ, dá mbeaḋ a leiṫéidí innti—is ar éigin sin ar a fíor-ḋeireaċt! Aċt fóiríor dóiġte! Ní fúm féin do ḃí an sgéal is gur ḃ'éigean dam úsáid do ḃaint as a raiḃ ċeana agam, ar eagla an ċostais, saṁail naċ leigeann sáḋaile ḟuain ná néal aṁáin

codalta do ḋaoiniḃ éigin, má's fíor dóiḃ féin.

Tuigṫear, dá ḃríġ sin, naċ orm féin atá an loċt, má's cur síos ar an téx so a ṫús nár ḃ'féidir dam a ċeartuġaḋ ar mo ṁian féin. Do rinneas díċeall air, aċt tá súil agam naċ é díċeall an sgéil meaṫ, a n-abair an seanḟocal.

Seosaṁ Laoide.

I mBuaile na Gréine dam,
An seaċtṁaḋ lá déag den Ṁeiṫeaṁ

# bRisleaċ ṁóR ṁaiġe muiRteiṁne

## Annso síos.

---

Feaċt n-aon dá dtángadar Ulaiḋ go hEaṁain Maċa go subaċ soiṁeanmnaċ ⁊ táinig Cú Ċulainn go Dún Dealgan ar mbreiṫ buaiḋe cosgair ⁊ coṁmaoiḋte ar ḟearaiḃ Éireann i gcaṫ Fionnċoraḋ, i gcaṫ Rois na Ríoġ ar Bóinn, i gcaṫ gáiḃeaċ gáiriḋe ⁊ giḋ mór do ríoġaiḃ, do ċuraiḃ, do ċaiṫṁíleaḋaiḃ ⁊ do ró-ṫiġearnaiḃ fear n-Éireann do ṫuit leis, noċa ndearna gníoṁ ná éaċt ba ḟearr leis ná Cailitín dána go n-a ḟeaċt macaiḃ fiċead do ṫuitim leis, óir ní raiḃ ceist éaga ná oiḋeaḋa air ó ṫuiteadar sin leis; ⁊ is aṁlaiḋ d'ḟágaiḃ Cailitín a ḃean taoḃṫrom torraċ, ⁊ an uair táinig am a tuismiġṫe rug sí seisear d'éan-toirḃeart, .i. triar mac ⁊ triar ingean, ⁊ táinig Meaḋḃ Muaċáin, ingean Eoċaḋa Feidliġ dá n-ionnsaiġe ⁊ do rinne sí aimidi

tuaṫaċa díoḃ, ⁊ do hoileaḋ ⁊ do leasuiġeaḋ le Meiḋḃ iad go ceann seaċt mbliaḋan déag, ⁊, ar mbeiṫ san aois sin dóiḃ, táinig dá n-ionnsaiġe ⁊ is eaḋ aduḃairt, "an ḃfeadaḃar cia do ṁarḃ ḃar n-aiṫre?"

"D'ḟeadamar," ar iad-san, "gurab é Cú Ċulainn mac Sualtaiġ do ṁarḃ é."

"Is fíor sin," ar Meaḋḃ, "⁊ déanaiḋ-se imṫeaċt ar fud an domain ṁóir," ar sí, "do ḋéanaṁ foġluma ⁊ éirġiḋ ċum na ndraoiṫe ⁊ déanaiḋ fios ⁊ draoiḋeaċt d'ḟoġluim uaṫa."

Is ann-sin do ġluaiseadar an seisear riaḃ-arṫa seirgneaċa sioḃ-ḟúileaċa sin cloinne cuirpe Cailitín rómpa ⁊ do ċuadar go hAlbain ⁊ do ḃádar trí bliaḋna innti ⁊ do ċuadar go Sagsaiḃ ⁊ do ḃádar dá ḃliaḋain ann ag foġluim draoiḋeaċta ⁊ diaḃluiġ-eaċta, ⁊ téid as sin do'n Ḃaibiolóin ⁊ fós do ḟiosrad draoiṫe an domain ó ṫurgaḃáil gréine gnúis-ṡoillse go a fuineaḋ ag déanaṁ a ḃfoġluma nó go rángadar i gcríoċaiḃ aḋḟuaṫṁara Ifrinn ⁊ do ḃádar dá ḃliaḋain i ḃfoċair Ḃolcáin ann ⁊ do rinne sé trí hairm dóiḃ, .i. trí claiḋṁte ⁊ trí sgeana.

"Ag soin ḃar n-airm agaiḃ," ar sé "⁊ déanaiḋ imṫeaċt leó ⁊ tuitfiḋ trí ríġṫe do na sleaġaiḃ sin ⁊ is iad is mó réim ⁊ gráin dá ndearnaḋ liom-sa riaṁ," ⁊ aduḃairt an laoiḋ so síos mar leanas:—

Ag soin ḃar n-airm áiġ,
A ċlann Cailitín ċáiḋ;
Tuitfiḋ leó, ciḋ caoṁ a ġné,
Cú Ċulainn Muirṫeiṁne.

Anmanna ḃar sleaġ re cur caṫ
Gaoḋ is leoḋ is leadraḋ;
Anmanna ḃar gcloiḋṁte go mblaḋ
Lot is áġ is urċraḋ.

Tuitfiḋ liḃ an Cú ċruaḋaċ
Ċneaḋaċ ċréaċtaċ ċaṫḃuaḋaċ;
Éan-ṁac Deiċtide gan on,
Ar ḃar gcionn fá ṫuaiḋ atá-san.

Is annsin aduḃairt Bolcán, "Is iad na trí ríġ ṫuitfeas do na sleaġaiḃ sin .i. rí gaisgiḋeaċ Éireann, .i. Cú Ċulainn, ⁊ rí giollaiḋe Éireann, .i. Laoġ mac Rianġaḃra, ⁊ rí eaċ Éireann, .i. an Liaṫ Maċa, ⁊ do ċeileaḃradar Clann Ċailitín do Ḃolcán ⁊ d'éirġeadar amaċ a hIfreann ⁊ tángadar

le néalaiḃ na gaoiṫe glan-ḟuaire go faiċċe na Cruaċna.

Dála Meiḋḃe, d'éirig sí amaċ an lá sin i n-a grianán glan-raḋarcaċ gloine ⁊ do ċonnairc na haimiḋí tuataċa ar an ḃfaiċċe ⁊ d'aiṫin gurab iad clann Ċailitín claon-ainṁeaċ do ḃí ann ⁊ do ġaḃ sí a brat iongantaċ órḟnáiṫe uimpi ⁊ táinig amaċ ar an ḃfaiċċe mar a raḃadar na haimiḋí ⁊ d'ḟear sí fíor-ċaoin fáilte rómpa ⁊ ro ḟuiḋ eatorra ⁊ fiafruiġear a n-imṫeaċta ⁊ a n-eaċtra díoḃ ó d'ḟágḃadar Éire go ham na huaire sin ⁊ aduḃairt an laoiḋ:—

Dia ḃar mbeaṫa, a ḟeirir ṡaor,
Go clár Fódla na ḃfionn-ċraoḃ;
An tualang liḃ—mór an moḋ—
Dul do ḋíoġail ḃar n-aṫar?

Tairise linn, a Ṁeaḋḃ ṁór,
Do ċuirm agus go coṁ-ól;
Ciḋ gurab id ḃiṫin-se—liṫ ngal—
Táinig diṫ ar ndeaġ-aṫar.

Ḃar n-aṫair-se níor ba lag
Go n-a ṡeaċt macaiḃ fiċead;
Is é Cú Ċulainn ro-s-ṁarḃ
Ro buḋ gníoṁ uaṫṁar aṫġarḃ.

Innisiḋ ḋam as gaċ tír,
A ċlann ċróḋa Ċailitín,
Cá hoideaḋa ba réiḋ ruinn
Ag a ndearnaḃar ḃar ḃfoġluim.

Do rángamar, ar ndul tar ċuan,
Go Ḃolcán na n-arm—níor ḃ'ḟuar—
Is do ṡíoramar ní ba lia,
Go hInnsiḃ mara Media.

D'ḟiafruiġ Meaḋḃ díoḃ annsin, "an ndearnaḃar ḃar ḃfoġluim go maiṫ is na críoċaiḃ sin?" "Do rinneamar," ar iad-san, "óir do ḋéanmaois caṫa cróḋa cóiriġṫe do na garanraiḃ siuḃlaċa sanais ⁊ do ḃolgánaiḃ beilce ⁊ do ḋuilleaḃar dairġe doisleiġne," ⁊ rug Meaḋḃ léi iar sin iad a múr Ċruaċna, ⁊ do freasdlaḋ ⁊ do friṫeólaḋ léi iad do nua gaċa bíḋ ⁊ do ṡean gaċa diġe gur buḋ ṁeasgṫa mór-ġlórac iad ⁊ do ḃádar trí lá ⁊ teóra n-oiḋċe ar an seolaḋ sin i gCruaċain. Is annsin do fógraḋ sluaġ áḋḃal-ṁór le Meiḋḃ ⁊ le hollċóigeaḋaiḃ Éireann go Cruaċain ⁊ do ċuir feasa ⁊ teaċta go Luġaiḋ mac Con-raoi, .i. rí Muṁan, ⁊ táinig Luġaiḋ go

deiṫḟreaċ ⁊ téid Meaḋḃ ⁊ Luġaiḋ i gcaoineas agallṁa re ċéile.

“An ḃfeadair tusa,” ar Meaḋḃ, “cia do ṁarḃ t'aṫair?”

“D'ḟeadar ċeana,” ar Luġaiḋ, “gurab é Cú Ċulainn mac Sualtaiġ do ṁarḃ é.”

“Is fíor sin,” ar Meaḋḃ, “⁊ tángadar clann Ċailitín ċugam-sa anois ar gcuartuġaḋ an doṁain dóiḃ ag déanaṁ foġluma fá ċoṁair Con Culainn do ṫuitim leo ⁊ ní ḟuil urraḋ ná áirdrí ná taoiseaċ, tiġearna tréan-ċóigeaċ ná bruġaiḋ boiċeadaċ baile, deóraiḋe ná aṁas ná easurraḋ i gceiṫre ollċóigeaḋaiḃ Éireann dá raiḃ i n-a aġaiḋ naċar ṫuit a ċaraid nó a ċompánaċ, a aṫair nó a ḃráṫair le Cú Ċulainn i gcaṫ Tána Bó Cuailgne ⁊ i ngaċ áit i dtárla ris iad.

“Gonaḋ aire sin, is cóir dúinn léir-ṫionól do ḋéanaṁ ⁊ mór-ṡluaġ fear n-Éireann do ṫaḃairt dá ionnsaiġe do ḋíoġail ár n-olc ⁊ ár n-easonóra air.” Do ġaḃ Luġaiḋ do láiṁ an sluaġ d'ḟreagra ⁊ táinig roiṁe go réimḋíreaċ go ríoġaiḃ Muṁan dá léir-ṫionól ⁊ do cuireaḋ feasa ⁊ teaċta go deiṫḟreaċ go laoċraiḋ Laiġean

⁊ go Maicniaḋ ⁊ go Conċuḃar, dá ṁac Finn ṁic Rossa, ⁊ d'agail Meaḋḃ iad, ag ráḋ:

"Maiṫ, áṁ, a Ṁaicniaḋ ⁊ a Ċonċuḃair, an gcualaḃar clann Ċailitín do ṫeaċt go hÉirinn?"

"Ní ċualamar," ar iad-san. "Tángadar go mór-ḋraoiḋeaċt leó," ar rí, "⁊ an ḃfeadaḃar cia do ṁarḃ ḃar n-aṫair?"

"D'ḟeadamar," arr' iad-san, "gurab é Cú Ċulainn mac Sualtaiġ do ṁarḃ é."

Do ċuir Meaḋḃ fios ar ċionn Eirc ṁic Cairbre ⁊ táinig Earc dá hionnsaiġe.

"Maiṫ, áṁ, a Eirc," ar rí, "an ḃfeadair tusa cia do ṁarḃ t'aṫair ⁊ aṫair gaċ curaḋ ⁊ caiṫṁíleaḋ i nÉirinn?"

"Do ḟeadar," ar Earc, "gurab é Cú Ċulainn do ṁarḃ é i gCaṫ Rois na Ríoġ for Ḃóinn."

"Is fíor sain," ar Meaḋḃ, "⁊ is cóir daoiḃ cóiṁṫionól do ḋéanaṁ do ḋíoġail ḃar n-easonóra ar Ċoin Ċulainn do'n ċor so."

Ro aoḃ Earc an sluaġ do ḋeaġ-ḟreagra ⁊ d'imṫiġ Earc ⁊ Maicniaḋ ⁊ Conċuḃar dá ndúntaiḃ féin iar sin ⁊ ba socair sáḋail do ḃádar ceiṫre ollċóiġiḋ Éireann

go ráinig am imṫeaċta dóiḃ. Is annsin do ṫionóladar na cóigiḋ sain go Cruaċain ⁊ do ḃádar trí lá ⁊ teóra n-oiḋċe go meanmnaċ mór-aigeantaċ ann ⁊ i gcionn na ráe ⁊ na haimsire sin do ġluaiseadar as Cruaċain, ⁊ is é sliġe do ġaḃadar tar Maiġ Finn áit ar marḃaḋ Fionn mac Loin-ċraois le Coin Ċulainn roiṁe sin, ⁊ tar Ṁaiġ Ċruinn ⁊ tar Ṫuaim Móna ⁊ i dTír Caiḃdean áit ar marḃaḋ Caiḃdean mac Loin-ċraois le Coin Ċulainn ⁊ annsin go sean-áḋ re' ráiḋtear Áṫ Leaṫan Luain ⁊ do ġaḃsad sosaḋ ⁊ longṗort an oiḋċe sin ann; ⁊ do ġluaiseadar ar n-a ḃáraċ is na ródaiḃ ríoġḋa ró-ḟoillse go rángadar Gleann an Eoin ⁊ as soin go Gleann Mór ⁊ do Ċrúnlaċ rir a ráiḋtear Túrlaċ Luaṫa an tan so, ⁊ do ġaḃsad sosaḋ na hoiḋċe sin ann, ⁊ gluaisid as sain go Tailtin taoḃ-uaine ⁊ do ġaḃadar longṗort an oiḋċe sin ann, ⁊ do creaċaḋ Maġ Breaġ leó ⁊ Miḋe ⁊ Teaṫḟa ⁊ Cearmna ⁊ Cuailṅge ⁊ Cnoġḃa.

Is annsin do ċuala Conċuḃar rí Ulaḋ an ċríoċ uile do ḃeiṫ ag a losgaḋ ⁊ ag a hionnraḋ ⁊ ag a hargain le míleaḋaiḃ Muṁan ⁊ le laoċraiḋ Laiġean ⁊ le curaiḃ

Connaċt ⁊ d'ḟág Meaḋḃ Fearġus mac Róiġ ⁊ Cormac Conloingeas ⁊ Duḃloingeas gan breiṫ léi ar na sluaġaiḃ sin, óir ba ḋearḃ léi naċ tiocfaḋ d'ḟearaiḃ Éireann Cú Ċulainn do ṁarḃaḋ tar inneall Ḟearġusa ⁊ an Duḃloingeas ⁊ do ṫuit an ċeasnuiġean ar Ultaiḃ an t-am sin.

“Cá háit a ḃfuil Leaḃarċam,” ar Conċuḃar.

“Atáim annso,” ar Leaḃarċam.

“Gluais rómat,” ar sé, “⁊ taḃair ċugainn é, óir is ċuige do rinneaḋ an slóġ ceilge so do ċluinmid ⁊ fágḃaḋ Dún Dealgan ⁊ Maġ Muirṫeiṁne ⁊ tigeaḋ dom' ionnsaiġe gan fuireaċ ⁊ anaḋ sé ar mo ċoṁairle-se ⁊ ar ċoṁairle Ċaṫfaḋ ⁊ Geanainn Ġruaḋ-ḟolais mac Ċaṫfaḋ ⁊ Aiṁirgin ⁊ Ḟirċeirtne file ⁊ na ḃfileaḋ ⁊ na n-aos ealaḋan ar ċeana, óir dá ndealuiġeaḋ ó'n gceilg ⁊ ó'n gcogaḋ so do rinneaḋ le n-a ḃíoḋḃaḋaiḃ da ḃasġaḋ do ṫuitfidís fir Éireann leis féin ⁊ linne ⁊ le Conall ⁊ ní leigfiḋ a eagla sain ná eagla Ċonaill dóiḃ teaċt ní ba ṡia ná tángadar 'san gcúigeaḋ ⁊ ní mó ná mo ċuid-se do Ċríċ Ḃreaġ Ṁiḋe millfiġtear leó ⁊ seaċnaḋ sé do'n dul-so

mór-inneall Meiḋḃe ⁊ draoiḋeaċt do-ionġaḃála cloinne Cailitín claoin-ṁillte ⁊ lán-ainġiḋeaċt iomṫnúṫa Oilealla ⁊ feiḋm forlonnṁar forneartṁar fíor-arrata ollċóigeaḋ Éireann ar éin-ionad i n-a aġaiḋ i n-a aonar."

"Dóiġ áṁ," ar sé, "is é Cú Ċulainn do ṁarḃ Fionn mac Rosa rí Laiġean i gcaṫ Fionnċoraḋ ⁊ is é go fírinneaċ fós do ṁarḃ Fraoċ mac Fioḋaiġ ⁊ Garḃ-ḃuinne gusṁar gairg-ḃeoḋa ná gaḃann ruiġe mar aon ris 'san gcaṫ ċéadna, ⁊ do ṫuit leis 'san ló ċéadna Dearg mac Conraoi ⁊ drong ṁór do ṁaiṫiḃ Muṁan i n-a ṫimċeall ⁊ do ṫuit leis fós Cairbre Nia-fear i gcaṫ Rois na Ríoġ for Ḃóinn ⁊ do cuireaḋ leis ár fear mBreaġ ⁊ Miḋe 'san gcaṫ ċéadna, ⁊ is leis do ṫuit éaċt ba ṁó ná sin uile, .i. Cúraoí mac Dáire, árdrí Muṁan ⁊ tréan-ċosnaṁaċ fear n-Éireann ⁊ talṁan uile; ⁊ is é do ṁarḃ Firceardna ⁊ Fiaṁain ⁊ Niall ⁊ Luġaiḋ ⁊ Laoċ Liaṫṁuine ⁊ mór-ár Muṁan i gcoitċinne. Gonaḋ uime sin is cóir dó-san ar mo ċoṁairle-se ⁊ ar coṁairle Ċaṫfaḋ ⁊ a ċaraḋ ⁊ ar mo ḃeannaċtain-se ⁊ ar ḃeannaċtain Ulaḋ uile a ṡeaċnaḋ do'n dul-sa."

Táinig Leaḃarċam go héargaiḋ leis na haiṫeargaiḃ sin mar a raiḃ Cú Ċulainn ⁊ is ann do ḃí sé an lá sin idir Eoċaoin ⁊ muir ag forḟaire ar éanlaiṫ ⁊ gér ḃ'iomḋa eoin do ḃí ós a ċionn an lá sin do ċuadar uile as gan éin-éan do ṁarḃaḋ díoḃ. Is annsin táinig Leaḃarċam i ḃfogus do'n ionad a raiḃ Cú Ċulainn ⁊ ro ḟear fíor-ċaoin fáilte ris an mbaineaċlaiġ.

“Is taire linn an ḟáilte sin,” ar Leaḃarċam ⁊ is aṁlaiḋ do ḃí an ḃaineaċlaċ ⁊ an teanga ar teibearsnaḋ i n-a cionn ⁊ a baill uile ar criṫ ⁊ ar corruiġe

“Sgéala leat,” ar Cú Ċulainn.

“Atáid sgéala móra agam re n-a n-innsin duit,” ar sí ⁊ d'innis dó gaċ ní dá nduḃairt Conċuḃar léi do ráḋ ris ó ṫús go deireaḋ.

“Atáid,” ar sí, “maiṫe ⁊ mór-uaisle, bantraċta ⁊ bandáiliṁ, éigse ⁊ ollaṁain Ulaḋ uile agad' eadarġuiḋe um an mór-ṡluaġ so fear n-Éireann do ṡeaċnaḋ do'n ċur so, ⁊ Dún Dealgan ⁊ Maġ Ṁuirṫeiṁne d'ḟágḃáil ⁊ gan dul id' aonar i n-éagcoṁlann i n-aġaiḋ an mórṡluaiġ úd.”

“Do-ġéanam-ne an ċoṁairle sin,” ar

Laoġ mac Rianġaḃra, .i. giolla car-
bait Con Culainn, ⁊ do ġluaiseadar
rómpa iar sin go Dún Dealgan ⁊ táinig
Éiṁear, inġean Fearġail Monaḋ, amaċ ar
an ḃfaiṫċe ⁊ do rinne luaṫ-ċoṁairle ann
sin leó, .i. dul go hEaṁain Maċa i n-a
raḃadar maiṫe ⁊ mór-uaisle fear n-Ulaḋ i
ḃfoċair Ċonċuḃair 'san ċearnaiġin ⁊ níor
folṁaḋ Maġ Muirṫeiṁne ná Dún Dealgan
ná Críoċ Ċuailgne riaṁ roiṁe sin ó do
ġaḃ Cú Ċulainn ceannas orra go haos na
huaire sin. Do ġaḃ d'Éiṁear a carbad ⁊
do folṁaḋ an Dún go deiṫḃireaċ leó ⁊
do ṫeiṫeadar a n-innille ⁊ a spré i Sliaḃ
Ċuilinn ba ṫuaiḋ i n-Ultaiḃ, ⁊ táinig Cú
Ċulainn go hEaṁain mín áluinn Maċa ⁊
do sguireaḋ a eaċraḋ ar feor-ġort gaḃála
leo féin ⁊ do ċuaiḋ Cú Ċulainn dá ġrianán
ġlan-raḃarcaċ gloine féin ⁊ an tan do
ċuala banntraċt builleaċ binn-ḃriaṫraċ an
ḃaile Cú Ċulainn do ṫeaċt ann do rinn-
eadar muirn ṁór ⁊ mearaiġe ádḃal úr
aoiḃinn ⁊ seasdán súgaċ so-ḟorḃfaoilteaċ i
solas-ḃruiġniḃ ⁊ i ngrianánaiḃ fairsinge
fionn-aolta ⁊ i bpíoláidiḃ soillseaċa slios-
ḃána an ḃaile uile, ⁊ ar n-a ċlos do

Ċonċubar Cú Ċulainn do ṫeaċt do'n ḃaile, adubairt re Caṫfaḋ ⁊ re Geanann ⁊ re hollaṁain ⁊ re banntraċt an ċóigiḋ uile Cú Ċulainn do ċoimeád ⁊ do ċoṁairliuġaḋ go diaċraċ dúṫraċtaċ, "óir is oraiḃ-se naċ tiuḃra sé éaraḋ ná eiteaċ, dá mbaḋ aire nó éigean ṫeangṁas dó do ló ná d'oiḋċe ⁊ atáṫar d'á ṫairngire le tréiṁse do ḃliaḋnaiḃ gurab do'n tslóġ so do rinneaḋ le fearaiḃ Éireann ⁊ le cóṁaċtaiḃ ceart-ḃuaḋarṫa cloinne Cailitín ⁊ le hinneall Meiḋḃe do muirfiḋe gan aṁras, gurab aire sin is cóir daoiḃ-se ḃar n-intleaċta ⁊ ḃar n-ealaḋna do ċaiṫeaṁ im an gcúis so dá ċoimeád ⁊ is deiṁin, dá dtuiteaḋ sain, go dtuitimís-ne uile, ⁊ go dtuitfeaḋ fós cosnaṁ ⁊ conáċ na tíre go bráṫ."

"Is fíor sin," ar Caṫfaḋ ⁊ ar cáċ uile ar ċeana.

"Maiseaḋ," ar Geanann, "raċam-ne dá ionnsaiġe, gion go ḃfuil tarḃa dúinn ann," ⁊ do ġluaiseadar rómpa gur an áit i raiḃ Cú Ċulainn ⁊ Éiṁear ⁊ d'ḟearsad fíor-ċaoin fáilte frioċnaṁaċ roiṁe ⁊ do ṫoirḃreadar do ṗógaiḃ go díl ⁊ go dioċra é ⁊ do ṡuiḋeadar fileaḋa ⁊ banntraċt ⁊ aos

dána ⁊ ealaḋna an dúna uile i n-a ṫimċeall ⁊ do tógḃaḋ buird altaċa órḋa aca ⁊ do rinneadar ól ⁊ aoiḃneas ⁊ urġairdiuġaḋ meanman ⁊ intinne ⁊ fós imirt ⁊ ceól ⁊ cluiċí i n-a ḟiaḋnaise d'á uirḃréagaḋ. Sgéala Con Culainn go nuige sin.

Iomṫúsa fear n-Éireann, tángadar go hÁṫ Ala ar Muirṫeiṁne ⁊ do ġaḃadar sosaḋ ⁊ longṗort ann ⁊ do leigeaḋ síorṫa leaṫna luaiṫ-ḃíoḋḃaḋ leó sna críoċaiḃ i n-a móirṫimċeall gur creaċaḋ ⁊ gur hairgeaḋ, gur milleaḋ ⁊ gur móirḋíṫeaḋ Maġ Ṁuirṫeiṁne ⁊ Dún Dealgan ⁊ Maċaire Ċonaill leó ⁊ tugaḋ na creaċa uile gus an longṗort. Is annsin tángadar clann Ċailitín do láṫair fear n-Éireann ⁊ do labair Meaḋḃ riú.

“Do ġeallabar dúinn,” ar sí, “Cú Ċulainn do ṫaḃairt d'ár n-ionnsaiġe fó ċeann trí lá.”

“Má ġeallamar, coiṁeólfam gan contaḃairt,” ar iad-san.

Is annsin tángadar trí hinġeana Ċailitín, .i. trí baḋḃa béal-ġorma bioṫ-ainṁeaċa síorṫaċa siuḃlaċa saoḃḟúileaċa siabarṫa slaodġlúineaċa ⁊ trí haimide duḃa duaiḃseaċa

droċ-ḋaṫa dian-ġáiḃṫeaċa diaḃlaiḋe ⁊ do ġluaiseadar rómpa go réimeaṁail ro-éadtrom le laomannaiḃ na lúṫ-ġaoiṫe go lúṫġáireaċ go rángadar go hEaṁain Maċa ⁊ do ṡuiḋeadar na fuaċaidiġe feasċa fíor-ġránna sin ar faiṫċe na hEaṁna go huaṫḃásaċ ⁊ do ḃuaileadar ar féar fíor-uaine ⁊ ar úr na talṁan do ḃuain ⁊ do ṫoċailt i n-a dtimċeall gur ḋealḃadar caṫa coṁṁóra do ṡluaġaiḃ ⁊ do ṡoċraidiḃ ar an ḃfaiṫċe, do ġasanaiḃ siuḃlaċa sanais ⁊ do bolgánaiḃ beaga béilce ⁊ do ḋuilleaḃar daṫ-áluinn darac ⁊ do ċuala Cú Ċulainn greasaċt ġáir na gcéad ⁊ na gcaṫa ⁊ na gcóirṫe ag lot ⁊ ag lán-ṁilleaḋ an dúna ⁊ is iad do ḃí ag coimeád Con Culainn an lá sin, .i. Geanann gruaḋ-ṡolais mac Caṫḟaḋ ⁊ d'féaċ Cú Ċulainn amaċ ar an ḃfaiṫċe ⁊ do ċonnairc na caṫa ag coṁṫuargain a ċéile ⁊ ó do ċonnairc do himḋeargaḋ go haḋnáireaċ uime sin é ⁊ do ling buinne borbfaċ borb-ṫréan mear-aigeantaċ 'san gcuraḋ ⁊ do ċuir a láṁ faoi, ⁊ ag éirġe ḋó, ro iaḋ Geanann a ḋá láiṁ ġasta i n-a ṫimċeall d'á ḟosdaḋ ⁊ do ċuir i n-a ṡuiḋe é.

"Truaiġe sin, a Ġeanainn," ar Cú Ċulainn, "do b'ḟearr liom ná ór na cruinne ⁊ ná maiṫeas an doṁain críoċ mo ṡaoġail do ṫeaċt roiṁ an gcoinsgleó so do ċluinim do ċlos ⁊ biaiḋ aiṫis ḟiaḋnaċ dá innisin orm dá éis go bráṫ, dáiġ atá sean-ḟocal ann gurab buaine blaiḋ ná saoġal."

"Leig sin ṫort, a Ċú Ċulainn," ar Geanann, "óir ní ḟuil aċt saoḃ-ṡlóġ siabarṫa siṫe ionnta súd ⁊ sian-ġárrṫa duaiḃseaċa draoiḋeaċta do ḋealḃadar Clann Ċailitín fád' ċoṁair-se dod' ċoṁmbuaiḋreaḋ, a Ċuagáin ċaṫḃuaḋaiġ," ar Geanann, ⁊ adubairt Cú Ċulainn nár ḃ'ḟíor sin, ⁊ d'ḟéaċ amaċ ar an ḃfaiṫċe ⁊ do ċonnairc na caṫa cóiriġṫe amuiġ, ⁊ d'ḟéaċ an dara huair amaċ ⁊ do ċonnairc groiḋ mic Lir ar an ḃfaiṫċe ⁊ do baḋ geis dó sin d'ḟeicsin, ⁊ dar leis féin do ċuala cruit ṁic Manair dá seinm go suḃaċ sireaċtaċ sír-ḃinn sásaṁail ⁊ do baḋ geis dó sin d'éisteaċt ⁊ do baḋ argain seanma siṫe é ⁊ d'aiṫin air sin gur cailleaḋ a ġeasa ⁊ gur briseaḋ a ḃuaḋ go fírinneaċ fiaḋnaċ ⁊ go dtáinig críoċ a ċaiṫréime. Ar a haiṫle sin d'éirig Baḋḃ, inġean Ċailitín i rioċt fuince nó fionnóige

⁊ táinig ós cionn an ġrianáin i raiḃ Cú Ċulainn ⁊ adubairt :—

A Ċú Ċulainn, cóiṁéirig,
Cuiṁniġ buaiḋearṫa for Ḃreaġ-ṁaiġ;
Ḃéas Ascaill ionnraḋ Ṁuirṫeiṁne
Agus mór-airgṫe Miḋe;
Ní do ċuirim-se ionṁaoiḋim
I gcoiṁleanṁain ar luing ḟuair Ḟeargusa;
Tuitfiḋ leat rí Oilioll,
Luġaiḋ ⁊ laoċ Maicniaḋ,
Earc is Colla ⁊ Conċubar,
Meaḋḃ ⁊ Maine dod' mór-ċosgair;
Éirig, a ioldánaiġ ilċleasaiġ éiċt-ṁinic áiṫiosaiġ.

A ua Ċaṫḟaḋ ċlaiḋeaṁ-ruaiḋ,
A ṁic díona Dúna Dealgan,
Ar ġarg-ġleó na nGailianaċ ro ġairseaḋ aicmeaḋa
Eaċtrann ilċeann eolaiḋe ná ar tí olc dod' ċóiṁéirġe.

Agus ar ráḋ an roisg sin do'n ḃaiḋḃ, d'imṫiġ ón ngrianán an tan d'éiṁiġ Cú Ċulainn dul léi ⁊ do ġáireadar na sluaiġ ar an ḃfaiṫċe arís ⁊ do ċuala Cú Ċulainn gáirfeaḋaċ ⁊ sgréaċa 'na mbaḋḃ ⁊ adubairt

"Is trom liom beiṫ ag éisteaċt ris na gárrṫa so, a Ġeanainn, ⁊ ceaduiġ ḋam na sluaiġ d'ionnsaiġe ⁊ na síoṫ-ḃuiḋne sgáiṫ-ḃréige so do sgaoileaḋ ⁊ do sgrios, óir do ṫraoċadar mo ṫreise ⁊ do ḃuaiḋreadar m' aigneaḋ ⁊ do ṁuiġead draoiḋeaċt mo niaḋ ⁊ mo neart ⁊ mo niaḋċas, ⁊ do ċlaoċluiġ ceól caoin-ḃinn na cruite do ċuala mo ċuiṁne ⁊ mo ċéadfaḋ, rug mo lúṫ ⁊ mo láṫar uaim ⁊ banntraċta bioṫ-áille coirp-ġeala na cúige fa ċuraḋaiḃ Connaċt ⁊ Muiṁneaċ ⁊ Laiġneaċ ⁊ laoiċ na Miḋe ag losgaḋ ⁊ ag luaṫ-raobaḋ críoċ Cuailgne ⁊ Maiġe Muirṫeiṁne ⁊ do cailleaḋ mo ġeasa uile ⁊ táinig coṁarṫa mo ċríċe déiḋeanaiġe."

"Leig seaċa sin, a Ċú Ċulainn," ar Geanann, "⁊ ná taḃair dot' aire na sian-ġárrṫa saoḃa síṫ-se im an mbréag-ṡluaġ mbeag-anḃfonn mbocacanaċ so, Clann Ċailitín dod' ṁeargaḋ ⁊ dod' ṁór-ḃuaiḋreaḋ, óir atáid re seaċt mbliaḋna ag siuḃal an doṁain ag foġluim draoiḋeaċta ⁊ diaḃluiġeaċta fád' ċoṁair-se do ṫuitim leó ⁊ leis na harmaiḃ do ṫugsad leó d'ionnsaiġe fear n-Éireann uile noċ atá

ullaṁ innealta dod' ṁarḃaḋ-sa ar Ṁaiġ Ṁuirṫeiṁne ⁊ seaċain iad go ceann seaċt lá ⁊ raċaiḋ a gcealg ar neiṁní ⁊ éireoċaiḋ coṁaċta Caṫfaḋ dod' ċaḃair-se ⁊ dod' ḟurtaċt gan ċontaḃairt ⁊ tiocfaiḋ Conall ar críoċaiḃ coiṁiġṫeaċa dod' ċaḃair, ⁊ an ar mo ċoṁairle do'n ċur so ⁊ ná fuiriġ le feiḋm fuar-ċroiḋeaċ Cloinne Cailitín ⁊ Meiḋḃe ⁊ buḋ lán an doṁan uile dod' sgéalaiḃ ⁊ dod' ḃuaḋaiḃ go bruinne an ḃráṫa 'gá n-aiṫris ⁊ 'gá n-innsin tar h'éis."

Aduḃairt Cú Ċulainn go n-anfaḋ ar an gcoṁairle sin bíoḋ go dtiocfaḋ a ḃás de.

Is ann sin do canaḋ ceol sír-ḃinn siansánaċ ⁊ ealaḋna uaisle iongantaċa do ⁊ do ḃádar an ḃanntraċt ⁊ an ḃandála ag fleaḋ-ól ⁊ ag fiṫċeallaċt ⁊ ag muirn ⁊ ag meaḋar i n-a ṫimċeall ⁊ d'imṫiġeadar Clann Ċailitín ⁊ ní rugadar Cú Ċulainn leó an lá sain ⁊ tángadar go longṗort fear n-Éireann ⁊ d'ḟiafraiġeadar maiṫe an tsluaiġ an dtugadar Cú Ċulainn leó. "Ní ṫugamar," ar siad, "i ndiu; do-ḃéaram linn i mbáraċ é." D'éisteadar an oiḋċe sin ⁊ d'éirġeadar trí mic Cailitín go moċ ar n-a ḃáraċ ⁊ tángadar go liosta labartaċ

lom-ġlúineaċ re gluaiseaċt na gaoiṫe go rángadar faiṫċe na hEaṁna. Is ann sin do ḋealḃadar caṫa cóiriġṫe do na gasánaiḃ siuḃlaċa sanais ⁊ do ḋuilleaḃar daraċ ⁊ do ḃolgánaiḃ béilce ⁊ d'ḟéar fíor-uaine d'úir na talṁan trom-ḟóda, ⁊ do ċuireadar na caṫa ainḃeaċa soin iolġáirṫa aiḋḃle uaṫḃásaċa asta gur ċlos fá'n gcríċ go huile iad; ⁊ is orra do ḃí coimeád Con Culainn an lá sin, .i. ar ingeanaiḃ triaṫ ⁊ taoiseaċ Ulaḋ ⁊ ar a coiṁleannán féin, .i. Niaṁ, ingean Ċealtċair ṁic Uiṫeaċair ⁊ do rónsad na mná coṁairle eatorra féin cionnus do ċoimeádfadaoís Cú Ċulainn an lá sin ⁊ is í coṁairle ar ar ċinn siad, .i. a ḃreiṫ leó go Gleann na mboḋar ⁊ dob' iontoġṫa mar daingean diaṁar do-eólais an t-ionad soin ⁊ tángadar an ḃanntraċt ⁊ an ḃandála dá ḃréagaḋ leó go naċ beaḋ ag éisteaċt le buaiḋreaḋ na mbaḋḃ ná le hiolġáirṫa na n-aimide náiṁdeaṁla dá aiḋṁilleaḋ ⁊ dá aiṫġreasaċt i gceann a náṁad dearscaraḋ ⁊ táinig Niaṁ, ingean Ċealtċair dá ionnsaiġe ⁊ is é aduḃairt:

"A ṁic ionṁuin," ar sí, "is dom-sa tugaḋ do ċoimeád i ndiu ⁊ tar liom ⁊ leis

an mbanntraċt go ndeaċmaois d'uaigneas leat d'urġárdaḋ meanman dom' ḋún-sa ⁊ atá deoċ agam-sa fád' ċoṁair ann ⁊ is cuiḃe duit a ḃól," ⁊ táinig Cú Ċulainn leó amaċ ar an ngrianán ⁊ do rángadar i ḃfogus do'n ġleann ⁊ mar ċonnairc Cú Ċulainn an gleann "is é gleann na mboḋar súd," ar sé, "⁊ noċa raċad-sa ann go bráṫ ⁊ ní conair ḋaṁ é." Níor ċian dóiḃ ar na hiompáiḋtiḃ sin gur ḋealḃadar clann Ċailitín caṫa coṁmóra cóirigṫe um an ngleann lé'r taiḋḃreaḋ dó-san an ċríoċ uile do ḃeiṫ i n-a conair ċreaċ ⁊ i n-a ceada coiṫċionn cuartaiġṫe, ⁊ i n-a haonġáir guil ⁊ gárṫa.

"Is truaġ mo ṫoirs ⁊ mo ṫuras," ar Cú Ċulainn leis an mbanntraċt, "dom' ḃasgaḋ ⁊ dom' ḃaoṫluġaḋ i n-éagṁais m'eaċ ⁊ m'éiḋiḋ ionnus go raċainn d'ḟosdaḋ na gcreaċ ⁊ do ċoiṁeasgar na sluaġ ⁊ do ċoimeád na cúige."

Téiḋ Cú Ċulainn iar sin roiṁe go hEaṁain Maċa.

"Gaḃṫar m'eaċraiḋ ⁊ innealtar mo ċarbad daṁ," ar sé, "go ndeaċainn d'ḟéaċain fear n-Éireann."

"Tugais briaṫar daṁ-sa," ar Niaṁ inġean Ċealtċair, "naċ raċṫá d'ionnsaiġe fear nÉireann nó go dtiuḃrainn cead duit."

"Má ṫugas, is cóir a ċoṁall," ar sé.

Ro an Cú Ċulainn ag Niaṁ ⁊ do ċuadar ċum an dúna ⁊ táinig an mac ba ṡine do Ċloinn Ċailitín ós cionn an ġrianáin mar a raiḃ Cú Ċulainn ⁊ aduḃairt an rosg so ṫíos:—

A Ċu Ċulainn, cóiṁéirig;
Fionntar cruas do ċomain ar neart
Náṁad Maiġe Muirṫeiṁne
Lán do ḃrongaiḃ deiġ-ḟear,
Claiḋeaṁ ⁊ sgiaṫ ionnsaiġe;
An Liaṫ Maċa beir leat i gceann caṫa;
Cosain Eaṁain na ród réiḋ;
Ná coigil aos gráḋa
Ná cosa ná láṁa,
Méiḋe ná buinn ḃána;
Tar ⁊ cóiṁéirig.

Ro éirig Cú Ċulainn leis an ngreasaċt sain, ⁊ ag éirġe dó, tug a láṁ faoi, ⁊ ro iaḋaig Niaṁ a dá ḃóid áille i n-a timċeall ⁊ do ċuir i n-a ṡuiḋe go háiṫméalaċ aṫ-tuirseaċ é. D'imṫiġeadar Clann Ċailitín

ód' ċonncadar Cú Ċulainn ar n-a ḟosdaḋ ⁊ tángadar rómpa d'ionnsaiġe fear nÉireann.

"An dtugaḃar Cú Ċulainn liḃ," ar siad.

"Ní ṫugamar," ar iad-san, "aċt béaram linn i mbáraċ é nó bainfiḋ se na sé cinn so dínn."

Iomṫúsa Conċuḃair ar maidin ar n-a ḃáraċ, tug Caṫfaḋ ⁊ Geanann ⁊ Éiṁear, inġean Fearġail Monaiḋ, ⁊ Niaṁ, inġean Ċealtċair ⁊ an ḃanntraċt uile dá ionnsaiġe ⁊ d'ḟiafruiġ díoḃ cá coimeád do ḃéardaoís ar Ċoin Ċulainn an lá sin. Aduḃradar-san nár ḃ'ḟeas dóiḃ.

"Ní mar sin daṁ-sa," ar Conċuḃar, "óir beiriḋ liḃ é i nGleann na mboḋar," ⁊ is uime tugaḋ Gleann na mboḋar ar an áit sin, do ḃríġ, dá mbeidís sluaġ ioṁḋa i n-a ṫimċeall ⁊ na gárrṫa caṫa do ċur asta, naċ cluinfeaḋ aonduine dá mbéaḋ san ngleann gáir ná greadán dá mbéaḋ i n-a ṫimċeall, "gurab ar an aḋḃar sin is cóir daoiḃ-se Cú Ċulainn do ḃreiṫ liḃ ann ⁊ coimeádtar liḃ ann é go fáṫaċ fír-intleaċtaċ nó go dtí neart ann-san trín ⁊ ann-san trolas ⁊ go dtig Conall ó Ċríoċaiḃ Cruiṫneaċ dá ċaḃair."

Do labair Niaṁ ingean Ċealtċair ⁊ adubairt, "A áirdrí," ar sí, "níor aoḃ orm-sa ná ar an mbanntraċt uile dul san ngleann soin i ndé ⁊ sinn uile ċara an ċaoṁlaoi ag á eadarġuiḋe ⁊ ag á iarraiḋ air dul ann." "Éirġeaḋ Caṫfaḋ ⁊ Geanann ⁊ na fileaḋa ⁊ an ḃanntraċt uile leat-sa ⁊ le hÉiṁir ⁊ beiriḋ liḃ é do'n ġleann úd ⁊ déanaiḋ ól ⁊ aoiḃneas ⁊ urġárdúġaḋ meanman ⁊ aigeanta ⁊ intinne ⁊ ceól ⁊ oirfide ⁊ ealaḋna do ċantain dó go naċ cluinfeaḋ sé gáir ná greasaċt Ċloinne Cailitín ag a ḃuaiḋreaḋ."

"Ní raċ-sa leó," ar Éiṁear, "aċt éirġeaḋ Niaṁ ar ar beannaċt-ne ann, óir is í is deaċra le Cú Ċulainn d'éaraḋ ná d'eiteaċ," ⁊ is í sin coṁairle ar ar cinneaḋ leó. Tángadar mná ⁊ macaoiṁ ⁊ ollaṁain éigse ⁊ luċt ealaḋan ⁊ aṫċuiṁne ⁊ aos gaċa dána dá raiḃ san dún uile ċuige ⁊ táiniġ Caṫfaḋ ⁊ Coḃṫaċ ceoil-ḃinn an cruitaire ag cantain ceoil dó ⁊ téid Feirċeirtne file 'san leabaiḋ i n-a ḟoċair ⁊ do ṫoirḃir do ṗógaiḃ go dil ⁊ go dioċra é ⁊ táiniġ Caṫfaḋ ós a ċionn dá uirḃréagaḋ ⁊ do ġaḃ ag á agallaṁ ⁊ ag á eadarġuiḋe

⁊ do ċuaiḋ Niaṁ mar an gcéadna 'san iomḋa i n-a ḟoċair :—

“A ṁic ionṁuin,” ar Caṫfaḋ, “tar liom-sa do ċaiṫeaṁ fleiḋe atá agam duit ⁊ tiocfaid na mná-so ⁊ na filiḋe linn ⁊ fós is gear duit-se fleaḋ.”

“Do buḋ truaġ sin,” ar Cú Ċulainn, “ní tráṫ óil ná aoiḃneasa daṁ-sa anois ⁊ ceiṫre ollċóigiḋ Éireann ag losgaḋ ⁊ ag argain na cúige ⁊ Ulaiḋ 'san gcearnuiḋin ⁊ Conall i gcríoċaiḃ allṁuraċa ⁊ atáid dá ráḋ gurab ag teiċeaḋ uaṫa atáim-se ⁊ fir Éireann dom' aiṫisiuġaḋ ⁊ dom' imḋeargaḋ; ⁊ muna mbeiṫeá-sa ⁊ Conċuḃar ⁊ Geanann ⁊ Feirċeirtne ⁊ na filiḋe uile ⁊ an ḃanntraċt do raċainn-se dá n-ionnsaiġe ⁊ do-ḃéarainn dian-sgaoileaḋ náṁad orra, ionnus go mbaḋ lia a marḃ ná a mbeó,” ⁊ do ġaḃ Éiṁear ⁊ an ḃanntraċt arís ag á ċoṁairliuġaḋ ⁊ is eaḋ do ráiḋ an ríoġan ris :—“A Ċuagáin m'anma,” ar sí, “noċar ṫoirmisg mise toisg ná turas dár ṫionnsgnais riaṁ do ló nó d'oiḋċe ort go ham na huaire seo ⁊ déan orm-sa, a ċéid-ḟearc ⁊ a ċéad-ġráḋ ⁊ a aon-roġain d'ḟearaiḃ na talṁan ⁊ a aoin-leannáin fileaḋ

Éireann, teaċt le Caṫfaḋ ⁊ le Geanann ⁊ leis na fileaḋa d'ól fleiḋe atá ag Caṫfaḋ fád' ċoṁair," ⁊ leis sin d'éirġeadar uile i n-éinḟeaċt ⁊ do ċuaiḋ Cú Ċulainn leo go haiṫṁéalaċ uirleasg ⁊ tángadar uile go Gleann na mBoḋar.

"Atá tusa ag seaċnaḋ teaċt 'san ngleann so," ar Caṫfaḋ.

"Atáim," ar Cú Ċulainn, "⁊ ní ṫánag ann riaṁ uair ba luġa orm teaċt ann ná anois, ⁊ adeirid fir Éireann gurab do ṫeiċeaḋ rómpa féin atáim ag teaċt ann," ⁊ tigid rómpa iar sin gus an mbruiḋin do rinneaḋ le Caṫfaḋ fá ċoṁair Con Culainn ⁊ do sguireaḋ an Liaṫ Maċa ⁊ an Duḃḟaoileann ar urlár an ġleanna ⁊ do ṡuiḋ Cú Ċulainn ar ṡlios na ríoġḃruiḋne ⁊ do ṡuiḋ Niaṁ ⁊ an ḃanntraċt ar an slios oile ⁊ do ṡuiḋeadar an t-aos ceoil ⁊ oirfide ar an dtaoiḃ oile ar a gcoṁair, ⁊ do ġaḃadar ag ól ⁊ ag aoiḃneas go ceólṁar cluiċeaṁail ⁊ do ṫógḃadar a muirn ⁊ a meiḋir ar ċeana.

Iomṫúsa Cloinne Cailitín, tángadar na trí hinġeana claon-dálaċa cruṫ-luaiṁneaċa cuirpṫe Cailitín go riaraċ sáir-

éadtrom siuḃal-ġrod go rángadar faiṫċe na hEaṁna, ⁊ do ċuadar mar a ḃfacadar Cú Ċulainn an oiḋċe roiṁe sin, ⁊ ó naċ fuaradar Cú Ċulainn annsin do ṡíoradar Eaṁain uile ⁊ ní ḟuaradar é, ⁊ dob iongnaḋ leó cá háit i ndeaċaiḋ sé gan ḃeiṫ i ḃfarraḋ Éiṁre ná Conċuḃair ná curaiḋe na Craoiḃe Ruaiḋe uile ⁊ d'aiṫneadar na harraċta gurab coṁaċta Ċaṫfaiḋ do ḃí dá ḟolaċ orra ⁊ d'éirġeadar go héanaṁail aeḋearṫa le foluaṁain na gaoiṫe duaiḃriġe draoiḋeaċta do ḋealḃadar dá dtógḃáil do ċuartuġaḋ an ċuraḋ, go nár ḟágḃadar fioḋ ná fáin-ġleann diaṁair ná droiḃéal ins an gcúige uile gan iarraiḋ no go rángadar ós cionn Ġleanna na mḃoḋar ⁊ do ċonncadar an Liaṫ Maċa ⁊ an Duḃḟaoileann ar urlár an ġleanna, Laoġ mac Rianġaḃra ag a gcoimeád, ⁊ d'aiṫneadar go raiḃ Cú Ċulainn san ngleann ⁊ do ċualadar foġar glóir na ḃfileaḋ ⁊ iad ag fleaḋ-ól go fíor-aoiḃinn ⁊ leis sin do ṫionóladar Clann Ċailitín duilleaḃar fír-éadtrom na fioḋḃaiḋe ⁊ féar fíor-uaine na faiṫċe ⁊ bolgána beaga béilce go ndearnadar óig

⁊ anraḋa armṫa díoḃ, go naċ raiḃ tulaċ ná tuaṫ, cnoc ná cabán timċeall an ġleanna naċ raiḃ lán do ċaṫaiḃ ⁊ do ċéadaiḃ ⁊ do ċóiriġṫiḃ go gclos go néalaiḃ niṁe na gleoḋa gáiḃṫeaċa glór-árda ⁊ na héiġṁe taiḋḃreaċa ⁊ na hiolaḋa gráineaṁla groid-ḃioḋgṫaċa do ṫógḃadar i n-a dtimċeall gur ba lán an tír do ċreaċaiḃ ⁊ do loisgṫiḃ ⁊ do luaṫ-ġolaiḃ ⁊ do ḃéiceaḋaiḃ stoc ⁊ aḋarc ⁊ árd-ċoṁarc, do nuallaiḃ con ⁊ conart, ⁊ do ḃúireaḋ bonánaċ ⁊ bocánaċ, ⁊ do ġeiltiḃ glinne, ⁊ do ḋeaṁnaiḃ aeir do na coṁaċtaiḃ móra sin Cloinne Cailitín, ⁊ mar do-ċluinidís cáċ na trom-ġárrṫa sin do leigidís féin gárrṫa i n-a n-aġaiḋ, ⁊ is túsga do ċuala Cú Ċulainn na gárrṫa sin ná cáċ ⁊ adubairt, "Is truaġ na gárrṫa so do-ċluinim ag fearaiḃ Éireann ag creaċaḋ na cúige go coitċeann ⁊ táinig críoċ mo ṡaoġail anois ⁊ ní ḃia maiṫ-ġníoṁ dá ráḋ riom dá éis go bráṫ ⁊ táirnig fós an cúige go bruinne an ḃráṫa."

"Léig seaċa sin, a Cú Ċulainn," ar Caṫfaḋ, "óir ní ḟuil ionnta súd aċt sian-ġárrṫa síṫe do ṡluaġaiḃ siuḃlaċa sanais

do ḋealḃadar Clann Ċailitín ċugat-sa 7 ná tabair dod' aire iad 7 déana coṁnuiḋe mar a ḃfuile."

Agus do tuirsiġeaḋ Clann Ċailitín de sin, ionnus naċ raiḃ tarḃa ḋóiḃ i n-a ndearnadar.

"Déanaiḋ anṁain ann sin," ar Baḋḃ, inġean Ċailitín, re n-a dís dearḃráṫar, "go ndeaċainn-se 'san ngleann ar ċeann Con Culainn gion gurab bás do-ġéaḃa de," 7 do ċuaiḋ roimpi i n-a baoṫ-ruaṫar go beag-náireaċ ċum na bruiḋne 7 do ċuaiḋ i rioċt mná do ṁnáiḃ Néiṁe, inġine Ċealtċair, 7 do ġoir léi amaċ í dá hagallaṁ, 7 do ċuaiḋ an ríoġan léi tar ḋorus na bruiḋne amaċ 7 dream mór do'n ḃanntraċt mar aon riú, 7 do rug an ríoġan léi le n-a cealg-ḋraoiḋeaċt seal fada 7 do ċuir ar muḋa 7 ar seaċrán feaḋ an ġleanna iad, 7 do ċuir draoiḋeaċta idir iad 7 an ḃruiḋean 7 táinig féin uaṫa ar a haiṫle sin, óir do ḃí fios aici roiṁe sin gur ḃain Niaṁ geallaḋ do Ċoin Ċulainn naċ raċaḋ sé d'ionnsaiġe ḃfear n-Éireann nó go dtug sí féin cead dó, 7 do ċuir an Baḋḃ dealḃ Néiṁe uirri

féin ⁊ táinig mar a raiḃ Cú Ċulainn ⁊ do ráiḋ sí sir na sluaiġ d'ionnsaiġe, ⁊ adubairt:—

“A ċuraiḋ ⁊ a ċaiṫ-ṁíliḋ,” ar sí, “atá Dún Dealgan ar n-a losgaḋ ⁊ Maġ Muirṫeimne ⁊ Maċaire Conaill ar n-a gcreaċaḋ ⁊ an ċúige uile ar n-a hargain, ⁊ is orm-sa do-ḃéaraid Ulaiḋ uile aċṁusán gan do léigean-sa do ḋíoġail a gcreaċ, ⁊ is eagal liom Conall dom ṁarḃaḋ gan contaḃairt ar son gan tusa do léigean d'anacal na cúige.”

“Truaiġe sin, a Niaṁ,” ar Cú Ċulainn, “is deacair taoḃ do ṫaḃairt le mnaoi tar ṫ'éis go bráṫ, ⁊ do measfaiḋe naċ taḃarṫá an cead sin doṁ-sa ar ór an doṁain ⁊ ar ṁaiṫeas na cruinne go hiomlán ⁊ ó do ċeaduiġis dom ḋul i ndáil imniḋ ⁊ éadtualaing i n-aġaiḋ urṁóir ḟear n-Éireann uile, is deiṁin go raċad ann.”

Is ann sin d'éiriġ Cú Ċulainn go haiṫṁéalaċ leis na haiṫeasgaiḃ sin, ⁊ ag éirġe ḋó, tárla beann a ḃruit fá n-a ċosaiḃ, ionnus go dtárla i n-a ṡuiḋe tar ais dá aiṁḋeoin é, ⁊ d'éiriġ arís tré ḃioḋgaḋ an ḃasgaiḋ sin ⁊ do sgeinn an

dealg óir do ḃí i n-a ḃrat go ndeaċaiḋ go fíor-ṁullaċ na bruiḋne, ⁊ ag tuitim ċum láir dó, do ċuaiḋ tré a ṫroiġ go talṁain. “Is fíor sin,” ar Cú Ċulainn, “is bioḋḃa dealg ⁊ ní bioḋḃa brat, ⁊ fós is ag taḃairt raḃṫa dom-sa atá sé,” ⁊ aduḃairt an rann:—

Ní bioḋḃa brat, aċt is bioḋḃa dealg
Do-ḃéarar raḃaḋ reaċ:
Sleaġ ċiorrḃar corp curaḋ ċruaiḋ
Re coiṁéirġe cáiċ ní mo ċean.

Táinig Cú Ċulainn amaċ as an mbruiḋin iar sin ⁊ d'ḟógair dá ġiolla na heiċ do ġaḃáil ⁊ an carbad d'inneall, ⁊ leis sin d'éiriġ Caṫfaḋ ⁊ Geanann ⁊ an ḃanntraċt uile i n-a ḋiaiḋ ⁊ do ṡíneadar a láṁa do ḃreiṫ air, ⁊ níor ḟéadsad a ṫoirmeasg nó go ndeaċaiḋ as an ngleann amaċ ⁊ do ġaḃ ag feiṫeaṁ na cóige i n-a ṫimċeall; ⁊ do imṫiġ an Baḋḃ uaṫa as a haiṫle sin ⁊ do ṫógḃadar Clann Ċailitín gárrṫa uaṫḃáraċa ós áird ⁊ do ċuala Cú Ċulainn iad ⁊ is mó do taiḋḃreaḋ dó iad an uair sin ná a ḃfaca ḋíoḃ roiṁe sin ann. Do ġaḃ Caṫfaḋ ag á ċeannsuġaḋ ⁊ aduḃairt ris:—

“A ṁic ionṁuin, an ar mo ċoṁairle indiu aṁáin, gan dul i n-aġaiḋ ḃfear

n-Éireann ⁊ coisgfead-sa draoiḋeaċt Ċloinne Cailitín ó indiu amaċ."

"Oċ, a oide ionṁuin," ar sé, "ní ḟuil fáṫ ar ionċoiméad m'anma fearta, óir táinig mo ṡaoġal ⁊ do cailleaḋ mo ġeasa ⁊ do ċeaduiġ Niaṁ ḋom imṫeaċt ⁊ dul i ndáil ḃfear n-Éireann ⁊ raċad ann," ⁊ táinig Niaṁ ċuca iar sin.

"Truaiġe sin, a Ċú Ċulainn," ar Niaṁ, "ní ṫiuḃrainn-se an cead sin duit ar ór an domain, ⁊ ní mé do ċeaduiġ duit dul ann aċt Baḋḃ, inġean Ċailitín, do ċuaiḋ im' rioċt dot' ṁeallaḋ ⁊ an agam-sa, a ċara ⁊ a ċaoiṁ-leannáin."

Agus níor ċreid Cú Ċulainn aon ḟocal de sin uaiṫi ⁊ d'ḟógair na heiċ do ġaḃáil ⁊ an carbad d'inneall ⁊ do ċóruġaḋ ⁊ a ċleasa uile do ċur i n-eagar. Táinig Laoġ roiṁe do ġaḃáil na n-eaċ ⁊ ní ḋeaċaiḋ aon uair ba leasga leis dul dá ngaḃáil ná an uair sin, ⁊ do ċroiṫ na srianta ar a gcoṁair ⁊ do ṫeiċeadar na heiċ uaiḋ, ⁊ d'éimiḋ an Liaṫ Maċa é ⁊ do ḃí go fraoċda fóirniata ris.

"Oċ! is fíor sin," ar Laoġ, "is mana mór-uilc ḋuit-se ⁊ dom-sa sin, ⁊ má tá

olc i ngoire ḋuit-se atá ḋoṁ-sa, óir is ionann subaċas ⁊ dubaċas ḋúinn, ⁊ dob' annaṁ liḃ naċ i gcoinne na srianta do ṫiocfaḋ siḃ," ⁊ do ġaḃ Laoġ ag taḃairt tear-ṁolta ar an Liaṫ Maċa ⁊ aduḃairt: "A Léiṫ Ṁaċa," ar sé, "ba héadtrom aigeantaċ tú ar aonaiġiḃ ⁊ ba ḃreaġḋa le bandálaiḃ ⁊ ba socair so-ġaḃálta le hionnsaiġṫiḃ ⁊ is leat ba ṁionca ḃeiṫ neaṁġáiḃṫeaċ re ham n-anḟorlainn ⁊ éagcoṁlainn," ⁊ giḋeaḋ níor an an Liaṫ Maċa leis an tan sin, ⁊ táinig Laoġ d'ionnsaiġe Ċon Culainn ⁊ d'innis dó nár an an Liaṫ Ṁaċa leis ⁊ leis sin táinig féin dá ġaḃáil ⁊ níor an sis, ⁊ do ba coṁṁór le maol-dorn miliḋ na deóra doinn-ḟliuċa do sileaḋ tar gruaḋaiḃ an Léiṫ Ṁaċa ⁊ táinig Laoġ do'n dara taoḃ di ⁊ aduḃairt:—

"A Léiṫ, ba ċóra ḋuit maiṫ do ḋéanaṁ anois ná gaċ lá oile roiṁe riaṁ, ⁊ aduḃairt an rann so:—

"A Léiṫ Ṁaċa ṁear-aḋḃail,
Mór gcaṫ riaṁ ar ar imris:
Córa ḋuit mór-ṁeanma indiu
Ná gaċ lá riaṁ do rinnis;"

⁊ ro an an Liaṫ Ṁaċa re Laoġ an tan sin ⁊ do gaḃaḋ an Duḃḟaoileann ⁊ do cuireaḋ an carbad orra ⁊ do ġaḃ Cú Ċulainn ag inneall ⁊ ag córuġaḋ a ċlear goile ⁊ gaisgiḋ uile ⁊ gaḃas a ċinnḃeart ċaṫa im a ċeann ⁊ do ġaḃ a ċleasa uile, ⁊ do ling i n-a ċarbad gan ceaduġaḋ d'éinneaċ dá raiḃ i n-a ṫimċeall, ⁊ do ṫuiteadar a airm uile uaiḋ fá n-a ċosaiḃ is an gcarbad, ionnus go ndeaċadar as a gcóiriġṫiḃ siuḃail ⁊ as a n-ionadaiḃ iombuailte, ⁊ do baḋ cealṁaine ṁór le cáċ uile sin ⁊ táinig roiṁe i gceann tréada ⁊ triuḃail go hEaṁain Ṁaċa, ⁊ ní fada do ċuaiḋ an tan do taiḋḃriġeaḋ dó na caṫa coṁṁóra do ḃeiṫ ar faiṫċe na hEaṁna ⁊ do ċonnairc na maġlanna dá líonaḋ do leaṫanḃuiḋniḃ ⁊ do ċipeaḋaiḃ caṫa ⁊ do ċéadaiḃ cóiriġṫe ⁊ iomad eaċ ⁊ arm ⁊ éidiḋ, ⁊ dar leis fós do ċuala na héiġṁe go huaṫḃásaċ ag méaduġaḋ ⁊ na loisgne ag leaṫnuġaḋ ⁊ ag leaḃar-sgaoileaḋ fá ċaṫraiġ Conċuḃair, ⁊ dar leis ní raiḃ cnoc ná tulaċ timċeall Eaṁna naċ raiḃ lán do ċreaċaiḃ ⁊ do taiḋḃriġeaḋ dó go raiḃ grianán Eiṁre ag á ṫrasgairt tar ċlaiḋe na

hEaṁna amaċ ⁊ teaġ na Craoiḃe Ruaiḋe ar lasaḋ ⁊ Eaṁain uile i n-éin-tionól teineaḋ ⁊ ceó duḃ dorċa deataċ-ṁór ós a cionn.

"Truaġ sin, a Ċaṫfaḋ," ar Cú Ċulainn, "cia ataoi-se dom ḟosdaḋ-sa agus dom iomḟuireaċ, is mór na creaċa agus na hairgte, na loisgte agus na luaṫġárṫa so ar feaḋ Maiġe Maċa agus Maċaire Ċonaill agus ar fiarlaoid na cóige go coitċeann."

Do ḟreagair Caṫfaḋ agus aduḃairt: "A ṁic ionṁuin, is mór na mearaiġte sin do ḃeirid na sgáṫ-ṡluaiġ sgoṫ-anḃfanna sgéal-ḃuaiḋearta agus na fás-ḃuiḋne doilḃte draoiḋeaċta sin ort, óir ní ḟuil aonduine annsúd, aċt féar agus duille."

"Ní ċreidim éinní ḋe sin," ar Cú Ċulainn, agus do ġluais roiṁe agus níor hoiriseaḋ leis go ráinig Eaṁain ṁín-álainn Ṁaċa, agus an ḃanntraċt roiṁe agus 'na ḋiaiḋ ag gol agus ag éiġṁe agus do ċuaiḋ Cú Ċulainn gus an ngrianán a raiḃe Eiṁear, agus ṫáinig sí amaċ i n-a ċoinne agus aduḃairt ris tuirling do ḋéanaṁ.

"Ní ḋiongan," ar Cú Ċulainn, "go ndeaċar i gceann ceiṫre n-ollċóigeaḋ

n-Éireann go Maiġ Muirṫeimne do ḋíoġail na n-olc agus na gcreaċ agus na n-éagcórać do rónsad orm féin agus ar an gcóige uile agus do taiḋḃriġeaḋ daṁ gostrásta an baile so do ḃeiṫ lán do ṡluaġaiḃ agus do ṡoċraidiḃ ḃfear nÉireann ag á ḋóġaḋ ag á losgaḋ.

"Ní fíor an taidḃse," ar an inġean, "óir ní ḟuil aċt taiḋḃreaḋa draoiḋeaċta ionnta agus ná tabair dot aire iad."

"Is briaṫar daṁ-sa," ar Cú Ċulainn, "naċ anaḃ don ċur so nó go ndeaċar fó longṗort ḃfear n-Éireann."

An tan do ċualadar an ḃanntraċt sin do ṫógḃadar gárṫa goil agus éiġṁe loisgneaċa agus faoiḋe fada fíor-ṫruaġa agus ro ġaḃ-san ag ceileaḃraḋ don ríoġain agus don ḃanntraċt uile. Agus táinig do ċeileaḃraḋ dá ṁáṫair go Dún Deiṫċide agus do ġaḃ Caṫḟaḋ agus na fileaḋa ag á leanṁain go dioċra agus ar dteaċt ar faiṫċe an dúna ḋó táinig Deiṫċide amaċ dá ionnsaiġe ar n-a ċlos di gurab i ndáil ḃfear n-Éireann dob' áil leis dul agus tug an bullán coimiḋe ḋó agus ro bo geis ḋó-san sin d'ḟaġáil uaiṫi ré ndul ar

eaċtra ḋó, agus is eaḋ do ḃí san mbullán .i. a lán d'ḟuil ċroiḋeirg.

"Truaiġ sin, a Ḋeiṫċiḋe," ar Cú Ċúlainn, "ní hiongnaḋ gaċ ní oile dom ṫréigean-sa agus an cruṫ a dtugais an bullán-so ċugam."

Agus ro ġaḃ Deiṫċiḋe an bullán an dara feaċt agus tug ḋó-san é agus do ḃí lán d'ḟuil arís. Agus do líon sí an treas feaċt é agus is é a lán fola do ḃí ann gaċ uair díoḃ. Agus do ġaḃ Cú Ċulainn fearg ris an mbullán agus tug buille ḋó fá ċloiċ gur ḃloiḋ agus gur ḃris é gurab Tulaċ an Ḃulláin a hainm ó ṡoin ille.

"Is fíor sin, a Ḋeiṫċiḋe," ar Cú Ċulainn, "ní tusa is ciontaċ riom-sa, aċt mo ṡaoġal atá ar dteaċt agus mo ġeasa uile atá ar n-a gcoilleaḋ agus ní ṫiocfad-sa beo don dul-so ó ḟearaiḃ Éireann," agus aduḃairt an laoiḋ ann:—

A Ḋeiġṫin, is fás dod ḃallán
Do radais doṁ fa ḋoġra nduiḃ:
Rom raċad i sruiṫlinntiḃ fola—
Noċa cara cáċ rod ċluin.

An ar Ċonċubar, a Ċú Ċulainn;
An ar Ċaṫḟaḋ ċaraid mná;
An ar do ṁáṫair, a anaim;
An ar Ġeanann, an ar ċáċ.

An ar do ċuṁsgraiḋ, a ċuraḋ;
An ar do ċoṁalta go raṫ;
An ar do ḃuime is ar ṫ'oide;
Ná héiriġ, a ċroiḋe, san ċaṫ.

Aċt gé do coilleaḋ mo ġeasa,
Agus gé ṫáinig críoċ mo ré,
Noċa dtréigfinn-se mo ḃuaḋa
Ón sgéal do ċuala i ndé.

Is annsin do ḃí Deiṫċide agus Caṫḟaḋ ag guiḋe Con Culainn im anṁain re Conall Cearnaċ.

"Ní anaḃ," ar Cú Ċulainn, "óir táinig mo ré agus mo réiṁeas, agus ní ṫréigfead mo ḃlaḋ ná mo ḃuaiḋ ċosgair ar ḃréig ḋíombuain an tsaoġail-se agus níor éimġeas caṫ ón uair do ġlacas an ċéad arm im láiṁ gur indiu, agus ní luġa do ḋéan anois, óir is buaine blaḋ ná saoġal."

Agus táinig roiṁe i maċaire na hEaṁna agus do ṫógḃadar inġeana ríoġ agus

taoiseaċ Ulaḋ nuall-ġárṫa truaġa tuirseaċa agus faoiḋe fad-ċaointe ina ḋiaiḋ agus do lean Caṫfaḋ ina aonar é as an mbaile amaċ. Agus ní cian rángadar ón mbaile an tan tárla dá inġin ċaoṁa ċoirpġeala ċúl-ḃuiḋe ar béal an áṫa ar ṁaiġ na hEaṁna orra agus iad ag tuirse agus ag truaiġṁéile, agus léine ċorcra ċíorṫa ċréaċtnuiġṫe ag á fásgaḋ agus ag á fuair-niġe aca ar eoċair-imeall an áṫa.

"An ḃfaice súd, a Ċuagáin?" ar Caṫfaḋ, ".i. a ḃfaḋḃ súd agus t'ḟaḋḃ ⁊ t'earraḋ-sa ag á niġe agus ag á niaṁġlanaḋ aca súd, agus atáid go brónaċ buan-ċuṁṫaċ ag á innisin tusa do ṫuitim agus do ṫroim-ḋiṫiuġaḋ don ċur-so le mór-ṡluaġ ḃfear nÉireann agus le draoiḋeaċt do-ionġaḃála Ċloinne cuirpṫe Ċailitín, gonaḋ aire sin is cóir ḋuit-se, a ċoṁalta ḋílis, anṁain anois," ar Caṫfaḋ.

"A oide ionṁuin," ar Cú Ċulainn, "ní anaḃ-sa no go nDíoġlar ar ċeiṫre hollċóigiḋiḃ Éireann teaċt do losgaḋ mo ċríċe agus d'argain mo ḋúna agus atáid na baḋḃa úd ag niġe m'éadaiġ-se agus m'earraiḋ. Ba hiomḋa faḋḃ agus earraḋ

agus éideaḋ ḃiar ar na ḃfoṫragaḋ i sruiṫ-linntiḃ fola óm ċlaiḋeaṁ agus óm ċraoisiġ don ċur-so, agus, giḋ leasg liḃ-se mise do léigean i n-aġaiḋ an ṁór-ṡluaiġ-seo dom ḃaoġluġaḋ, is leasga liom-sa féin ná liḃ-se uile dol do ṫollaḋ mo ṫaoiḃ agus do ċiorrḃaḋ mo ċnis agus a ḟios agam mo ṫuitim ann, aċt go dtáinig mo ṡaoġal agus críoċ mo ċaiṫréime agus gur cailleaḋ mo ġeasa, óir dá n-anar do ċuaḋas d'éag agus dá n-imġear táinig mo ré, agus beir-se iomċoṁarc beaṫaḋ agus sláinte uaim d'ionnsuiġe Ulaḋ agus Conċuḃair agus Éiṁre agus mo ṁáṫar agus noċa gcasfaḋ orra ó so amaċ go bráṫ agus is truaġ indiu ár n-iomsgaraḋ agus cé duḃaċ droiċ-ṁeanmnaċ mise indiu ag fágḃáil na hEaṁna, is minic roiṁe so táinig mé go léidṁeaċ lúṫġáireaċ agus go hairtreaċ éadálaċ dá hionnsuiġe as críoċaiḃ ciana na cruinne." Agus aduḃairt an laoiḋ-se síos:—

"A ḟir, ná toirmisg ár séad:
Do ċuaḋas d'éag—ní cian uaḋ:
Doiliġ deaṁain seaċ gaċ dún—
Dorṫaḋ mo ċrú don tsluaġ.

Méala mise i linntiḃ cró
D'ógaiḃ Ulaḋ ré gaċ ló:
Laoċraḋ Ulaḋ uile i gcear
'S ní ṫiocfaḋ mo lear don ló.

Truaġ gan m'oide, Conall cruaiḋ,
Ré ndul fán sluaġ ag teaċt im ḋáil:
Ní ḃiaiḋ tulaċ gan brón ban
Aċt iaṫ Ulaḋ do ṁaiġ Fáil."

A haiṫle na laoiḋe sin d'iompuiġ Cú Ċulainn a aġaiḋ ar Eaṁain agus do ġaḃ ag feiṫeaṁ an ḃaile uaḋa agus ag éisteaċt ris na tromġárṫaiḃ do léigdís an ḃantraċt. Agus do taiḋḃreaḋ dó go ḃfacaiḋ sé tórrumaḋ na n-aingeal os cionn Ráṫa Solaḋ ris a n-abarṫar Árd Maċa agus do ċonnairc gur bo lán do ḋeallraḋ agus do ṡoilse agus do ċeól agus do ċainticiḃ agus do oirfideaḋ ó niṁ go talaṁ os cionn na Ráṫa, agus is mór do ṫaiṫin ré a aigneaḋ gaċ ní ad-ċonnairc agus do ċuaiḋ ina ċroiḋe go mór gaċ ní do ċualaiḋ agus d'innis Cú Ċulainn do Ċaṫfaḋ gaċ ní tarfás dó, "agus ní hionann so," ar sé, "agus na taiḋḃrisṫe do ċonnarc ó ċianaiḃ go huaṫṁar urġránna

ag teaċt d'ionnsuiġe na hEaṁna ḋaṁ," agus adubairt:—"Aḋraim agus creidim don Árd-Ḋia uile-ċoṁaċtaċ dá n-aḋraid súd ó so amaċ agus mo ċean don éag feasta," agus do ġaḃ ag ceileaḃraḋ Caṫfaiḋ agus do ċuir a ḋruim re hEaṁain ⁊ táinic roiṁe go subaċ san sliġe agus do ċuaiḋ a ḋobrón ar gcúl agus do ċuaiḋ ó Áṫ Foraire ar Sliaḃ Fuaid agus do ċonnairc do leaṫtaoiḃ na conaire deataċ, agus táinig dá ionnsuiġe, óir bo ḋóiġ leis gurab drong éigin d'ḟearaiḃ Éireann do ḃí ann agus cuid do ċreaċaiḃ na cóige aca.

"A Laoiġ," ar Cú Ċulainn, "luiġ brod ar an eaċraiḋ dúinn go ndeaċmaois dá ḟios cia do-ní an teine úd," ⁊ táinic roiṁe gus an droing do ḃí ag déanaṁ na teineaḋ, ⁊ is iad do ḃí ann .i. Clann Ċailitín noċ do ḃí ag déanaṁ na draoiḋeaċta do Ċoin Ċulainn roiṁe sin ⁊ is é so dealḃ ⁊ éagcosg do ḃí ar an seisear saoḃ riaḃarṫa siuḃal-ġrod sin .i. aon-ṡúil ṁór ḋearg ḋiaḃlaiḋe i n-aġaiḋ gaċ aon-ṁná ḋíoḃ, agus aon-láṁ ċruaiḋ-ḟéiṫeaċ fad-ingneaċ a huċt gaċ arraċta ḋíoḃ ⁊ aon-ċos ċas-

leaṫraċ ċlúṁaċ ċaol-ġránna a cráig gaċ baiḋḃe ḋíoḃ ⁊ beirte brirte boird-reaṁra do ċoċallaiḃ duiḃ-ċiara do ċroicniḃ cíor-ḋuḃa boc ⁊ reiṫeaḋ ⁊ do ċosaiḃ corr ⁊ caḋan ⁊ do ċnáṁaiḃ coiṁġeala coirr-ġéara ar n-a gceangal re taoiḃ gaċ seiṫe sean-ġairḃe ag á slios-ḃualaḋ ⁊ fulaċta d'ḟoiringniḃ ċon mbeag ⁊ d'ḟeoil ċon allaiḋ ar ċoirr-ḃearaiḃ cinn-ġéara caor-ṫainn aca.

Agus óḋ ċonnairc Cú Ċulainn an mór-ṫeine urḃaḋaċ sin ag na hamaidiḃ aḋuaṫ-ṁara ag á ḋéanaṁ do ċuir clár clé an ċarbaid friú ⁊ táinic san tulaiġ seoċa. An tan do ċonncadar na ḃaḋḃa sin gaḃas baḋḃ ḋíoḃ bior do na bearaiḃ ⁊ tug urċar díreaċ do-iomġaḃála d'ionnsaiġe aiġṫe ⁊ éadain Ċon Culainn de ⁊ do ċuaiḋ cró ḃuinne a ceann an ḃeara i gceann Ċon Culainn gur bo leointe a neart ⁊ a niaḋaċas de sin ⁊ tug seisean urċar áiġ uirṁeisneaċ don ḃaiḋḃ gur ċuir an bior trasna tré n-a corp gur mar sin táinig sí d'ionnsuiġe ḃfear nÉireann ⁊ an bior ṫríṫi ⁊ do ḃí Cú Ċulainn go duḃaċ dobrónaċ d'éis an urċair sin.

"Truaġ sin," ar sé, "do rug an t-urċar sin leaṫ mo lúiṫ ⁊ mo láṁaiġ uaim, ⁊ muna mbeiḋís Clann Ċailitín ar n-am ċiorrḃaḋ do ṫuitfidís urṁór ḃfear nÉireann liom don ċur-so," ⁊ aduḃairt an laoiḋ:—

Do tollaḋ mo leaṫ don ġoin
Óm ṁullaċ go talṁain:
Mo ṁallaċt don druing rom ġoin
Rug uaim roinn dom anmain.

Dá ḃfeasdaoir Ulaiḋ mo ḋolaiḋ
Mar do traoċaḋ leaṫ mo láṁaiġ
Mise an curaḋ caṫḃuaḋaċ nár lag
Do ṁarḃ mór dtriaṫ ar dtánaiġ.

Ar éigin do haiṫeontaoi toċt
Ar ċaṫaiḃ cróḋa Connaċt
Muna ḃeaḋ Clann Ċailitín ċain
Lé' dtárla mo ṫaoḃ do tollaḋ.

A haiṫle na laoiḋe sin aduḃairt Cú Ċulainn ré Laoġ na heiċ do oireasaṁ, "óir táinic trom-néalġal dom ionnsuiġe," ar sé.

"Do ḋéan," ar Laoġ, "⁊ dob' ḟearr anaḋ ná teaċt san turus-so, óir do iompóḋ séan ⁊ sonas 'n-ár n-aġaiḋ don toisg-seo

⁊ ní linn atáid na laeṫe-se ⁊ do ḃádar na huile ḃuaḋa id ċoiṁdeaċt gus an uair-se aṁáin, óir ní fir do-ní do ṁarḃaḋ aċt mná, ⁊ ní ṁuirfidís fir an doṁain tu, aċt do ḋraoiḋeaċt na mban ṫiocfas do ċlóḋ, ⁊ ní ṁuirfeá féin Cúroí muna ḃeiṫ draoiḋeaċt agat ċuige."

Is annsin táinig Cú Ċulainn d'ionnsuiġe ḃfear nÉireann ⁊ an tan do ċualadar ċuca é, aduḃradar naċ raiḃ ar doṁan aoin-ḟear doḃ' ḟearr oineaċ ná Cú Ċulainn ⁊ go maḋ cóir ḋóiḃ Cú Ċuillearg cáinte do ċur d'iarraiḋ a ṡleiġe fair, agus téid Cú Ċuillearg i gcoinne ⁊ i gcoṁḋáil Ċon Ċulainn ⁊ trí caogad éigeas maille ris ⁊ ní raiḃ mian deise re céile ḋíoḃ. Fearas Cú Ċulainn fáilte rés an éigeas ⁊ sireas Cú Ċuillearg a ṡleiġ ar Ċoin Ċulainn go nduḃradar an laoiḋ eatorra:—

Cú Ċuillearg:

Mo ċean duit,
A Ċú na gclear gcain:
Taḃair airgiḋ ḋaṁ
Fá hairgiḋ raiṫ.

Cú Ċulainn:

Do-ḃeirim fám ċlaiḋeaṁ,
A ḟir ḋána ḋuinn,
Gurab socaiḋe do rug m'argain
Ar an dtalṁain truim.

Cú Ċuillearg:

Is í airge iarraim,
A Ċú Ċulainn ċruaiḋ,
Do ġa ġorm ġarta
Ċuireas ár ar gaċ sluaġ.

Cú Ċulainn:

Mairg ḟireas an airgiḋ,
A Ċú Ċuillearg ċruaiḋ,
Fir Éireann im aġaiḋ,
Mo ġa do ḃreiṫ uaim!

Cú Ċuillearg:

Mór gcaṫ is mór gcoṁlann
Do leanais tar lear:
A Ċú ċaoṁ na ngorm-lann,
Riot atá mo ċean.

A haiṫle na laoiḋe sin, aduḃairt Cú Ċulainn ré Coin Ċuillearg: "Cionnus do-ḃéara mé mo ṡleaġ duit?" ar sé. "An

é a gráin nó a hurlann do ḃéara mé roimpi ?"

"Noċa ceaċtar díoḃ," ar Cú Ċuilleasg, "aċt taḃair trasna ḋaṁ í."

Do léig-sean trasna ċuca an ċraoiseaċ reaṁar-ṁór gur ṫuit Cú Ċuilleasg go n-a ṫrí caogad marḃ gan anmain.

"Truaġ sin," ar Cú Ċulainn, "táinig saoġal ṁ'einiġ go bráċ tar éis Ċon Cuilleasg go n-a ṫrí caogad do ṫuitim do niṁ na craoisiġe, agus léig brod ar an eaċraiḋ, a Laoiġ, go mbéarmaois ar na sluaġaiḃ ina n-ionadaiḃ coṁnuiḋe."

"Noċa ndiongan," ar Laoġ, "nó go mbeirear an tsleaġ liom."

"Ní ḃéarar," ar Cú Ċulainn, "óir ní ḋeaċas-sa i ndiaiḋ aon tioḋlaicṫe dá dtugas uaim riaṁ roiṁe so, ⁊ ní raċ 'na diaiḋ súd."

Giḋeaḋ, do ṫuirling Laoġ ⁊ do ṫógaiḃ an tsleaġ ⁊ tángadar reompa d'ionnsuiġe ḃfear nÉireann ⁊ buḋ clos san longṗort Cú Ċulainn do ḃeiṫ dá n-ionnsuiġe, ⁊ an uair do ċualaiḋ Luġaiḋ mac Conroí sin is eaḋ aduḃairt:

"Raċad féin d'ḟéaċain an aṫar adeir-

ṫear do ḃeiṫ agam, cionnus tig sé do ċum ḃfear nÉireann."

Táinig Luġaiḋ d'ḟéaċain ċroṫa ⁊ deilḃe Ċon gCulainn ⁊ aduḃairt, ag taḃairt a ṫuarasgḃála ós aird d'ḟearaiḃ Éireann:

"Do-ċím-se ċugaiḃ," ar sé, "carbad foluaimneaċ féiġ fionndruine go lúiṫ ⁊ go luas ⁊ go lán-ġliocas, go bpubaill uaine, go dtarḃ-ċlár umaiḋe, mar luas ainnle nó feirḃe nó siḋe gaoiṫe ⁊ eaċ liaṫ lúṫṁar luaiṫ-léimneaċ fóḋṁar forránta go lúiṫ ċeiṫre gcrú, go mbéimeannaiḃ splanncaṁla teineaḋ treaṫan-ruaiḋe i gcraos ġlórṁar a cinn. An dara heaċ díoḃ, eaċ caol-ċosaċ cinn-éadtrom dron-dualaċ dúr-ḃras seang seada seirg-ċaol cas-ṁongaċ ceann-ḟada go ndaṫ ndaol-allta n-ionntlais ⁊ giolla doinn-ḟionn daṫ-ċorcra i ḃfiaḋnaise an óglaoiċ aṁail buḋ rós dearg-lí a aiġṫe ⁊ ceann-ċoċall sróill uime ⁊ é ag stiúraḋ na n-eaċ ar an eolas baḋ áil leis féin."

Is annsin táinic Luġaiḋ i gceann ḃfear nÉireann ⁊ aduḃairt riú:

"Déanaiḋ éirġe," ar sé, "óir atá Cú Ċulainn do ḃur n-ionnsuiġe," ⁊ aduḃairt:

"Atá Cú Ċulainn cosgraċ caṫ-ḃuaḋaċ colg-ḋíreaċ ċugaiḃ: Sraonfaiḋtear laoiċ, sgaoilfiḋtear slóiġ, brisfiḋtear bioḋḃaḋa, roiċfiḋtear for ċleaṫaiḃ Ulaḋ: mairg mná, maca, maoṫ-inġeana, mairg miondaoine, mairg muir, mairg tír ċum a dtig an flaiṫ forránaċ fearaṁail ar druim an doṁain!"

Is annsin do éirġeadar ceiṫre holl-ċóigiḋe Éireann i gcrioslaċaiḃ a sgiaṫ ⁊ a lúireaċ go lán-ċóirigṫe ⁊ do ċuadar ina gcipeaḋaiḃ coṁmóra caṫa ar a ċionn, agus do éiriġ Meaḋḃ ⁊ do ġaḃ a hairm niṁe tugadar Clann Ċailitín ċuirrṫe leó a hifrionn i gcoṁair Cú Ċulainn do ṁarḃaḋ ċuici ⁊ do ḟiafruiġ ó ṫúis:

"Cá ḃfuilid na trí ríoġ atá im ḟarraḋ .i. Luġaiḋ mac Conroí ⁊ Maicniaḋ mac Finn ⁊ Earc mac Cairbre?"

"Atámuid annso," ar siad.

"Ag so agaiḃ," ar Meaḋḃ, "na trí sleaġa niṁe dá ḃfuil i ndán Cú Ċulainn do ṫuitim ⁊ gaḃaiḋ ċugaiḃ iad ⁊ díoġlaiḋ ḃur n-aiṫre ar Cú Ċulainn," ⁊ tug sleaġ i láiṁ gaċ laoċ-ṁíleaḋ díoḃ.

Is annsin do ċonnairc Cú Ċulainn fir Éireann uaḋa.

“A Laoiġ,” ar Cú Ċulainn, “luiġ brod ar an eaċraiḋ ⁊ taḃair clár clé an ċarbaid fris na sluaġaiḃ ⁊ tar timċioll ḟear nÉireann.”

Is annsin do lonnuiġeaḋ for Cú Ċulainn ⁊ do rinne ilreaċtaċ uaṫḃáraċ ḋe gur ċriṫniġ amail crann re sruṫ gaċ ball ⁊ gaċ alt ḋe ó ḃonn go baiṫeas i meaḋón a ċroicinn. Tángadar a ḟála ⁊ a iosgada roiṁe. Tángadar a ṫroiġṫe ⁊ a ġlúine 'na ḋiaiḋ ⁊ d'éiriġ mórán riaḃarṫa oile ḋó naċ riġṫear a leas d'aiṫris annso do ḋruim draoiḋeaċta Ċloinne Cailitín. Is annsin tugadar torann-ċleas céad ⁊ torann-ċleas dá ċéad ⁊ torann-ċleas trí ċéad ⁊ torann-ċleas ċeiṫre céad ⁊ torann-ċleas cúig céad tarr an gcarbad, óir níor ḃ'ḟuláir leis a gcoiṁlíon sin do ṫuitim leis dá ḃioḋḃaiḋ dá gaċ coinnsgleó curaḋ do ḋíoġailt a n-uilc ⁊ a n-éagcóra ar ḟearaiḃ Éireann.

Annsin tugadar seól trom ar an gcarbad gur bo lór do ḋún ⁊ do ḋaingean dóiḃ an fad do ċuaiḋ roiṫ a ċarbaid i dtalaṁ gur éirġeadar cloċa ⁊ cairrge aṁlaiḋ sin i

n-áirde ris na roiṫiḃ ⁊ ro ċeardsad an búiṫreaḋ maḋma i dtimċeall n-ollċóigeaḋ n-Éireann go naċ deaċadaoir uaḋa ar teiṫeaḋ ná ar iomġaḃáil ⁊ tugsad fóbairt ḃioḋḃaḋ ar ḃioḋḃaḋaiḃ forra ⁊ fágḃas fál mór do ċollaiḃ a ḃioḋḃaḋ um an gcaṫ do torċraḋ leis bonn fria ḃonn ⁊ dóid fria ḋóid gur bo linnte fola foirḋeirge gaċ ionad ro imġidís ⁊ go raiḃe coṁċuaird ċon ⁊ eaċ ⁊ daoine i mbrisleaċ ṁór Muiġe Muirṫeiṁne an oiḋċe sin.

Ciḋ trá aċt, níor féadaḋ faisnéis ná áireaṁ méid torrainne an ṁaḋma sin ⁊ ní ṫéarna a ḃeag d'ḟearaiḃ Éireann uaḋa gan cnoc nó coṁarṫa leise nó láirge nó bioṫ-ainiṁ éigin go críċ a mbeaṫa ⁊ do imṫiġ féin slán uaṫa an oiḋċe sin gan fuiliuġaḋ gan foirḋeargaḋ fair ⁊ táinig don taoiḃ ṫiar do na sluaġaiḃ ⁊ do ġaḃ a ċrann taḃaill ċuige.

“Maiṫ, a anaim, a Laoiġ,” ar Cú Ċulainn; “tionóil cloċa an talṁan ⁊ an ṁuiġe ċugam go gcaiṫinn ris na sluaġaiḃ iad.”

Do rinne Laoġ sin ⁊ do ġaḃ Cú Ċulainn dóiḃ go nár léig suan ná sáḋaile an oiḋċe sin dóiḃ ná re seaċt laiṫiḃ seaċtṁaine,

aċt amail do ḃeadaois bó-ṫáinte i mbuailtiḃ ⁊ aoiḋeall teasbaiġ orra: is amlaiḋ sin do ḃádar fir Éireann ón torann-ċleas timċeall-ċruaiḋ treaṫan-ṁór tug Cú Ċulainn orra san seaċtṁain sin.

Iar sin gaḃas tuirse ṁór Cú Ċulainn tar éis an ċriċniġṫe ċalma tug for ḟearaiḃ Éireann. Táinig as a haiṫle sin do ċum ḃfear nÉireann ⁊ ba haon ṁaiḋm ċoitċeann dóiḃ uile roiṁe ⁊ ní ġaḃaḋ sgiaṫ ná caṫḃarr ná coiṁéidiḋ re sáṫaḋ ná re sárḃualaḋ an ċuraḋ isan ċoinnsgleo sain.

Ód ċonnairc Meaḋḃ sin do ġaḃ ag aiṫisiuġaḋ ⁊ ag griosaḋ ríoġraiḋe Éireann i n-aġaiḋ Ċon Culainn. Ód ċualaiḋ Macniaḋ mac Finn sin táinig i gcoinne Ċon gCulainn ⁊ do ġaḃ ga fada faoḃar-ḋearg go huirṁirneaċ ⁊ tug urċar don leaṫan-ċraoisiġ d'ionnsuiġe Ċon Culainn go dtarlaiḋ i mullaċ a láirge deise ann gur ba raobṫa ró-leadarṫa an ríoġ-láirg ó ruaṫar an reaṁar-ġa sin ⁊ gur bo créaċt-ṁór craos-osgailte an Liaṫ Maċa don urċar sain ar ndul tríṫi, ⁊ an fad do ḃí ag sreang-ṫarrong na sleiġe tar ais as an álaḋ tug Earc mac Cairbre urċar díreaċ do-ḟreas-

dail dá ionnsuiġe go dtárlaiḋ an gér-ġa i mullaċ a láirge don ċaiṫṁíleaḋ gurab ann do ċoiṫiġ ceann na craoisiġe idir a ḟorḋronn ⁊ a imlinn i Laoġ mac Rianġaḃra ⁊ an comḟad do ḃádar ag tarrong na sleiġe ar na créaċtaiḃ comṁóra do ṫeiṫeadar na hóig-ríoġa roiṁ Ċoin Ċulainn for gaċ leaṫ ⁊ do folṁuiġeaḋ láṫair dó.

“Adroċar-sa, a Ċuagáin, don urċar so,” ar Laoġ, “⁊ níor goineaḋ mé i gcaṫ ná i gcoṁlann dá raḃa riaṁ gur indiu.”

“Uċ! uċ! a Laoiġ,” ar Cú Ċulainn, “is tríom-sa do goineaḋ tú ⁊ ní toram, ⁊ an gcéin do ḃeinn-se beó ní ḟuileóċdaoir fir ḋomain ort-sa fúm, ṫoram ná ceaċtair mo ḋá ṫaoḃ.”

Aduḃairt Laoġ: “Tionnlaicṫear leat mise fearda sul tuitfear tú féin i dtairiḃ ná i dtáiṁnéalaiḃ, óir atáim ag dul i n-anḃfainne ⁊, dá sirinn gur indiu longṗort ḃfear nÉireann, ní léigfeaḋ tusa do neaċ ar doṁan fuiliuġaḋ ná foirḋeargaḋ form ⁊ dar liom anois atá snuaḋ giolla gan tiġearna orm ⁊ is guirt doiliġ ár n-iomsgaraḋ, a ċaoṁ-ċumainn mo ċroiḋe,” ar Laoġ, “aċt gioḋ deireaḋ dúinn anois.”

"Beir buaiḋ ⁊ beannaċt, a Laoiġ," ar Cú Ċulainn, "óir ní ḃfuair triaṫ ná tiġearna riaṁ ⁊ ní ḃfuiġe go bráċ giolla buḋ fearr ná ṫú, ⁊ is briaṫar daṁ-sa go gcluinfid fir Éireann, mar ḋíġeolfad-sa ṫú san maidin i mbáraċ i Maġ Muirṫeiṁne ⁊ ón lá ṫárlaiḋ i gcumann a ċéile sinn ní ċualaiḋ aoin-neaċ do ló ná do oiḋċe riaṁ ár n-imreasan gus an uair-se, ⁊ do-ḃeirim mo ḃeannaċt duit féin ⁊ beir beannaċt uaim go hÉiṁir ⁊ innis don ríoġain naċ tréigfinn-se í ar a ḃfuil do ṁnáiḃ ar tuinn talṁan dá mbeinn beó ⁊ innis d'Éiṁir ⁊ do Ċonċuḃar ⁊ d'Ultaiḃ uile mo ċumasg-sa ⁊ mo ċaṫuġaḋ agam ḋíoġailt féin ar ḟearaiḃ Éireann," ⁊ aduḃairt an laoiḋ-se inár ndiaiḋ :—

Éiriġ, a Laoiġ, fá mór sgéal,
Agus gurab soirḃ do ṡéad :
Innis d'Ultaiḃ go n-a gcloinn
Mar do ḟágḃais Cú Ċulainn.

Laoġ :

A Ċuagáin, gé ḋeaċaḋ uait
Tar Muirṫeiṁne, tar Sliaḃ Fuaid,
Adéaraid óig na hEaṁna
Gurb mé giolla gan tiġearna.

Cú Ċulainn:

Ná habair-se sin, a Laoiġ,
A ṁic Rianġaḃra gan ġaoi:
  Baḋ briste mo ċroiḋe ḋe
  Dá n-abra an ní ráiḋe.

Beir mo ḃeannaċt leat, a Laoiġ,
I nDáil Éiṁre an ḟuilt ċlaoin:
  Innis di, maḋ garḃ a gul,
  Naċ tig marḃ re a ċaoineaḋ.

Innis mo ġníoṁraḋ san gcaṫ
D'Éiṁir 's do Ċonall Cearnaċ:
  Cluinfid Ulaiḋ is gaċ dream
  Mo ċumasg ar ḟearaiḃ Éireann.

Do ṁarḃas céad díoḃ Dia Luain—
Fá móide easḃaiḋ an tsluaiġ;
  Dá ċéad san Máirt—misde a maoin—
  Agus trí ċéad Dia Céadaoin.

Ċeiṫre céad liom-sa Diardaoin
Um ḟeaċt macaiḃ Abraċaoin,
  Ċúig céad san nAoine, méad ngluinn,
  Is sé céad Dia Saṫruinn.

Dá ċéad déag Dia Doṁnaiġ duinn
Do ṁarḃas lem ċrann tabuill—
Noċa bréag a n-abraim ḋe—
Ó ṫráṫ éirġe go hoiḋċe.

Éiriġ.

Iomṫúsa Laoiġ annsin gaḃas ag ceileaḃraḋ do Ċoin Ċulainn ⁊ gluaiseas roiṁe go tuirseaċ dobrónaċ ⁊ gé do ḃí ag déanaṁ an ċeileaḃraiḋ sin buḋ leasg leis imṫeaċt uaḋa ⁊ do ġaḃ ag feiṫeaṁ ga faġairt do ḃéaraḋ Cú Ċulainn ar ḟearaiḃ Éireann ⁊ ga hoiġeaḋ do ḃéardaois fir Éireann fair-sium.

Is annsin táinig Cú Ċulainn go croḋa corp-láidir clear-lúṫṁar colg-leadarṫaċ caiṫ-ḃeoḋa fá ġiollaḋaiḃ ḃfear nÉireann ⁊ fó a ndaorsgar-ṡluaġ ⁊ do ġaḃ go gáibṫeaċ grod-urlaṁ ag clear-ḃualaḋ na giollan-raiḋe ⁊ tug ionnsuiġe aḋġarḃ ar na háraiḃ ag á n-óirleaċ ⁊ ag á n-aṫċumaḋ gur ṫuit giolla ⁊ leaṫ ġiollaḋ ḃfear nÉireann leis i ndíoġailt Laoiġ. Táinig as sin fó ḟearaiḃ Éireann go raċtṁar ruaṫar-ḃorb ⁊ níor ġaḃ

curaiḋ ná cnáṁ ná cuṁdaċ re n-a urluiḋe ⁊ níor ḟan uaṫaḋ ná roċaiḋe i n-aon ionad fris ⁊ do ċuir go saoṫraċ siuḃal-ġrod ċum teiṫṁe na sluaġ-ḃuiḋne ⁊ do ġaḃ ag á mór-ṁarḃaḋ go dtorċair fear ⁊ leaṫ ḃfear nÉireann leis i ndíoġailt a ċneaḋ ⁊ a ċréaċt féin ⁊ ní raiḃe aonduine don leaṫ oile gan easḃaiḋ coise nó láiṁe nó leaṫ-ṡúl nó bioṫ-ainiṁ éigin go críċ a ḃeaṫa fair.

Do ċonnairc Meaḋḃ na héaċta ⁊ na hára áḋḃal-ṁóra sin ag Coin Ċulainn ar ḟearaiḃ Éireann ⁊ do ḟiafruiġ do ġuṫ árd-ṁór aiḃreaċ cá áit a raiḃe Luġaiḋ mac Conroí.

“Atáim annso,” ar Luġaiḋ.

“Do ġeallais daṁ-sa,” ar sí, “go dtuitfeaḋ Cú Ċulainn lat don tsleiġ niṁe do rinneaḋ le Bulcán.”

“Má do ġeallas, is cóir a ċoṁall,” ar Luġaiḋ.

Do éiriġ Luġaiḋ go laoċḋa leoġanda don láṫair sin le greasaċt Ṁeiḋḃe ⁊ do ġaḃ an ċraoiseaċ ċinn-ġéar ċrann-reaṁar ċró-ḟairsing ċaṫa ⁊ tug urċar fíor-neartṁar go colgaċ coiṁḋíreaċ don ċaiṫ-ṁíliḋ, go

dtarlaiḋ an ga féimneaċ slinn-leaṫan sin dó, go ndeaċaiḋ gonuige a sím isan Duiḃḟaoileann agus idir a ḟorḃronn ⁊ a imlinn i gCú Ċulainn ⁊ go rug an tsleaġ a hurrainn tríd don ċur soin, ⁊ do ġearr Cú Ċulainn an tsleaġ an tan sin coṁárd ⁊ a imlinn ⁊ do sguir sé an Duiḃḟaoileann ⁊ do ċuir an carbad ar an Léiṫ Ṁaċa ⁊ an tsleaġ oile tríṫi ⁊ í ar fud an ċaṫa, ⁊ do ling Cú Ċulainn as an ċarbad amaċ iar sin ⁊ táinig fó ḟearaiḃ Éireann ⁊ do ḋian-sgaoileadar roiṁe ⁊ do ġaḃadar soir ⁊ siar buḋ ḋeas ⁊ buḋ ṫuaiḋ uaḋa ar gaċ leaṫ ⁊ níor láṁadar buain ris ná ḃeiṫ feaḋ gona buille ná urċair ḋó, ⁊ do ḃí a ionaṫar re n-a ċosaiḃ ⁊ do ṫuirling an brain-ḟiaċ béal-uaṫṁar borb-ġlórach ar na hinneaḋaiḃ go dtárlaiḋ cam-lúb do na caolánaiḃ fá ċosaiḃ an ḟiaiċ gur leagaḋ é ⁊ do ṁuiġ a ġean gáire ar Ċú Ċulainn ar n-a ḟaicsin aṁlaiḋ sin, gurb é sin gáire déiḋeanaċ Ċon Culainn. Tángadar neoil an éaga dá ionnsuiġe ⁊ do ġluais d'ionnsuiġe loċáin uisge do ḃí i gcoṁḟogus. Do ḃí ag á ṫanaċaḋ ⁊ ag á niġe ar gurb aire sin do-ḃeirṫear Loċán an Tanaċaiḋ air ó sin ille.

An uair do connairc Laoġ an maġ ag á folṁuġaḋ ⁊ an sluaġ ag á ḟeaċnaḋ ⁊ é féin ag á ḟoṫragaḋ ⁊ ag léigean uisge 'na ċréaċtaiḃ, táinig dá ionnsuiġe ⁊ mar do-ċonnairc Cú Ċulainn ċuige é ro ġaḃ lúṫġáir ṁór é ⁊ do ġaḃ Laoġ ag ceangal ⁊ ag córuġaḋ na gcréaċt go raḃadar ag imṫeil-gean fola gur bó caoba croiḋearga ⁊ linnte fola an loċán linn-uaine ⁊ ní fada do ḃí sé aṁlaiḋ sin an uair do ċonnairc sé an doḃarċú ag ól a ḟola, ⁊ an uair do ċonnairc crú a ċuirp ag an gcoin ag á caiṫeaṁ gaḃas cloċ ċuige ⁊ tug urċar don ċoin gur ṁarḃ í.

"Ḃeir buaiḋ ⁊ beannaċt, a Ċuagáin," ar Laoġ; "ní ṫugais riaṁ urċar buḋ fearr ná an t-urċar sin, ⁊ ní ṫáinig do ḟaoġal fós ⁊ díoġail tu féin ar ḟearaiḃ Éireann."

"Truaġ sin, a Laoiġ," ar Cu Ċulainn, "ní muirḃfiḋear duine ná ainṁiḋe liom-sa go bráċ dá héis súd, óir is cú mo ċéad-éaċt ⁊ do tairrngaireaḋ daṁ go maḋ cú m'éaċt déiḋeanaċ," ⁊ adubairt sé Laoġ:

"Ḃeir lat mé d'ionnsuiġe an ċairṫe ċloiċe úd tall ar do ċoṁair gurb ann do-ġéaḃ bás ⁊ deisiġ m'arm orm ⁊ an fead

ċífiḋ fir Éireann mar sin mé ní léigfe an eagla ḋóiḃ teaċt dom ionnsuiġe dom ḋíċeannaḋ, ⁊ béaraiḋ Conall orra faoi sin."

Do ġluaiseadar reompa ⁊ níor láṁ Laoġ buain ris ná dul i gcabair dó, ⁊ ar roċtain gus an gcairṫe do léig a uċt ar an gcairṫe ⁊ tug láṁ ar a ċroiḋe ⁊ do ġaḃ ag á ṁeas cionnus do ḃí sé, ⁊ ar n-a ṁeas aduḃairt :

" Truaġ sin," ar sé, " do-ḃeirim fóm ḃréiṫir go dearḃṫa naċ feadar riaṁ gur indiu naċ croiḋe cloiċe nó cnáiṁ nó iarainn do ḃí ionnam, ⁊, dá ḃfionnainn gur croiḋe fola nó feola do ḃí ionnam, naċ ndiongnainn leaṫ a ndearna do ġaisge riaṁ."

Is annsin do ċóiriġ Laoġ é, ⁊ tug aġaiḋ ar fearaiḃ Éireann ⁊ do ċuir a sgiaṫ ina ḋorn go coiṁneartṁar fán gclaiḋeaṁ, ⁊ ro ḋealuiġ a anam ris ann sin, ⁊ a uċt ar an gcairṫe. Agus do ṫuit an tráṫ sin ceann goile ⁊ gaisge, oiniġ ⁊ eangnaṁa, cosnaṁa ⁊ cróḋaċta na hÉireann. Agus ro imṫiġ Laoġ roiṁe iar sin go tuirseaċ aiṫṁéalaċ ⁊ go duḃaċ déaraċ dobrónaċ ⁊ do ċonnairc an Duḃṡaoileann ag éirġe as a néal ⁊ táinig dá hionnsuiġe ⁊ do ḃean an

tsleaġ niṁe aisti, ⁊ do ḃádar deóra díoṁóra donn-ḟola re a ġruaḋaiḃ ⁊ do ċuaiḋ Laoġ uirri ⁊ táinig as an ár amaċ go cuṁtaċ créaċtnuiġṫe d'éis a ṫiġearna ⁊ tángadar tar Sliaḃ Fuaid d'ionnsuiġe na hEaṁna.

A n-iomṫúsa go nuige sin.



# Aguisín

.i. rudaí atá do ċeart agus d' ḟearras-barr sa láiṁsgríbinn 23 K. 7.

l. 17. Ag so mar atá an rosg:—

A Ċú Ċulainn, coiṁéirig,
A ṁic díona Muirṫeiṁne
Ar ġarg-ġleo na nGalianaċ
Freagair na sluaiġte.
Ro ḃúirriod, ro ġáirriod
Aicme eaċtrann ilċineoil.
Nár ṫí olc dod ċoiṁéirġe
A Ċú Ċulainn ḃuaḋaiġ.

l. 18. Tá dán i lár an téx istiġ ins an log so, mar leanas :

“ . . . ⁊ do coilleaḋ uile mo ġeasa ⁊ táinig coṁarṫa mo ċríċe déiġeanaiġe ” ⁊ a duḃairt na laoiṫeri síos ionar ndiaiġ :

Gáir na sluaġ um ṫulaiġ Teaṁraċ
  Ós gaċ dionn ;
Caoineaḋ ban ar faiṫċe Eaṁna
  Méala liom.

Fionnaid eolaiġ—tréan an torann—
  Borb a mbríoġ :
Is soiléir dóiḃ naċ fuil Conall
  Annsan tír.

I gCruiṫeantuaiṫ do ċuaiḋ Conall
  Tar Muir Meann:
Im láiṁ-se do ḟágaiḃ Conall
  An tír ṫeann.

Atú-sa aniú i meirṫne ṁeaḃla
  D'éis an ḟir
Go n-am torać duḃ-ṡluaġ Eaṁna
  Tar mo lis.

Mná Ulaḋ i leaḃṫaiḃ Connaċt
  Borb a ngleo:
Is dom ḋíṫ-se ṫig an trom-olc,
  Is dearḃ leo.

Muna beiṫ droiḋeaċt ṁór-ṡluaiġ Monaiḋ,
  Féiḃ rom mairn,
Noċa muirḟidís fir doṁain
  Me a los airm.

Muna beiṫ Clann Ċailitín Ċruaċna—
  Cruaiḋ a ḃfir—
Noċa leadradaois fir Luaċra
  Leaḋb dom ċnis.

Mairg don iolar, mairg don lia,
  Mairg bioṫ-ḃuan;
Mairg sluaġ Gaoiḋeal, mairg aoinḟear,
  Mairg don tiuġ-ṡluaġ.

Biaiḋ mairg daṁ-sa, biaiḋ mairg dóiḃ-sion,
  Biaiḋ dá mair:
Fearfad-sa riú comlann cróḋa
  Da mbeid mairḃ.

Do ḋéan-sa gníoṁ talcṁar teann
  Dá mbeiṫ faoiḋ :
Muirfead-sa leaṫ ġiollaḋ n-Éireann
  I n-íoc laoiġ.

Do ḋéan gníoṁ oile talcṁar teann,
  Fáṫ gan ċeilt :
Muirfead-sa leaṫ eaċ ḃfear n-Éireann
  I n-íoc ṁ'eiċ.

Do ḋéan-sa gníoṁ talcṁar teann,
  Fáṫ gan ḟeall .
Fear ⁊ ceart-leaṫ ḃfear n-Éireann
  Do faoṫ leam.

Do faoṫ mise is ṁ'eaċ is ṁ'arm
  Do ṫrí gáiḃ ;
Do faoṫ Eaṁain mór-ġarg Ṁaċa,
  Truaġ an ġáir.

Léig seaċad sin, a Ċú Ċulainn ar Geanann, ⁊rl.

L. 22. An rosg atá ar an leaṫnaċ so, ní'l sé sa ls. 23 K. 7. ; dá ḃríġ sin ní cuirṫe suim ann agus naċ dleaġar den téx a ḃeiṫ ann.

# Foclóir.

Aċt gioḋ, although it is, the copula being contained in the latter word.

aḋġarḃ, very rough, ruthless.

aḋnáireaċ, very much ashamed.

adroċar-sa, 1 *s. perf. emph.*, I have fallen.

agail = agaill (d'agaill), 3 *s. pft.* of agallaim, I address, speak to.

aiḃseaċ, great, loud.

aiḋḃle, *pl. of* aḋḃal, great, vast, loud.

aimid, *f.*, apparition, ghost.

ainḃeaċ, possessing a blemish, blemished. [More frequently ainṁeaċ.]

ainnle (or annall ?), *f.*, swallow; *gen.* ainnle. [O. Ir. fannall, *gen.* fannle (fandli).]

aire sin, on that account, for that reason.

aiṫeontaoi, *cond. poss.* of aiṫnim, I know, recognise.

aiṫġreasaċt, *f.*, act of inciting again.

aiṫiosaiġ, 17, *leg.* áṫasaiġ, *voc.* of áṫasaċ, triumphant.

altaċ, jointed (?), or perhaps exalted ?

anaḃ, 1 *s. fut. neg.* of anaim, I remain.

anaḋ = fanaḋ, 3 *s. imptv.* of fanaim, I stay.

anar, 1 *s. pres. subj.* of anaim = fanaim, I stay, remain.

anṁain = fanaṁain, act of remaining.

anraḋ, *m.*, hero, champion, warrior.

aoḃ (ro aoḃ), 3 *s. pft.* of aoḃaim = aoṁaim, I consent, assent; níor aoḃ (aoṁ) orm-sa, he did not consent for me (for my sake).

aoiḋeall = aoiḃeall, *m.*, gadding of cattle. [Now in the dialects gaoiḋeall, géiḃeall, giḃeall, &c.]

aos, *m.*, era (?); go haos na huaire sin, until that very time ?

ár, *m.*, slaughter ; *dpl.* áraiḃ = men slaughtered, 56.
árd-ċomarc, loud outcry.
argain, *leg.* argáin = orgáin, *f.*, organ, musical instrument ?
ascaill, 17, *leg.* ascaill (?), *gen.* of ascall, *m.*, an attack.

ḃaineaċlaċ, *f.*, female attendant or messenger ; *dat.* -aiġ.
bandáileaṁ, female cupbearer ; *npl.* -iṁ.
bandála, properly bandáil, *f.*, gathering or band of women.
baoġluġaḋ, act of endangering.
baoṫluġaḋ, act of being made to look foolish ? *cf.* baoṫlaċ, a clown ?
béas, certainly, surely ; governs gen., perhaps merely scribal. [O. Ir. *bés*, which occurs usually at the beginning of a clause, without affecting it.]
bioṫ-ainim, blemish for life.
bioṫ-ainmeaċ, always bearing a blemish, having a life-blemish on one's body.
blaḋ, *m.* (also *f.*), fame.
blaiḋ, 16, better blaḋ, *f.* (*m.* also), fame, renown.
bó = ba, buḋ, past of copula : the use of this long form seems dep. : gur bó, 59.
bocacanaċ, of demoniac existence, phantasmic. See next word.
bocánaċ, a demoniac being, faun (?). *Cf.* boccanach, bócanach, T.B.C.
boiċeadaċ, perhaps = prosperous ? ; inferred from context.
bolgán béilce, now bolgán béice, bolgán béic, the toadstool, truffles, puffball ; in *dpl.* *Cf.*, bolgan belca, T.B.C.
bonánaċ, a kind of demoniac being. *Cf.*, bánanach, T.B.C.

borbfaċ, 15, probably a scribal corruption of borr-faḋaċ, angry, fierce, raging, due to parablepsy, as borb-ṫréan follows.

brain-ḟiaċ, raven, 58. [Bran + fiaċ, both = raven, the compound being due to the obsolescence of the former.]

brod, *m.*, goad; léig brod ar an eaċraiḋ, goad the horses. [The ancient goad, whence góda (Mon.), was in use in ploughing till recently, at least in Or.]

buan-ċuṁṫaċ, ever-sorrowful.

builleaċ, 12 = O. Ir. *bulid* (schön, Wind., T.B.C.), handsome, beautiful.

búiṫreaḋ, *m.*, blaring; b, maḋma, shout of victory (lit. blaring of defeat inflicted).

bullán, bowl.

Cain, fine, beautiful, fair.

Ċara an ċaoṁlaoiċ, a corrupted form of car an ċaoṁ-laoi, or ar ċar an ċaoṁ-laoi, for the whole of the fair day.

cas-ṁongaċ, curly-maned.

ceada, probably for ceadaḋ, *v.n.* of ceadaim, I permit, allow.

cealg-ḋraoiḋeaċt, deceitful or beguiling sorcery.

cealṁaine, *f.*, prophecy, omen, portent; c. ṁór, an evil omen.

ceann-ċoċall, a hood covering the head, 48. [Ceann- is a redundant addition, as coċall = a hood to cover head and shoulders! The modern changes of sense in coċall = a net, cloak, lock of hair, &c., no doubt explain the addition.]

ċeardsad, ro, 3 *pl. pft.*, they put. [From O. Ir. foceird, 3 *pl. pft.* fochartatar, L.U. (Wind.)]

ceasnuiġean, ceasnuiḋin, *f.* = ceas naoiḋean, *m.*, infants' sickness, an ailment that affected the Ulidians at the time of the Tain; for its origin see

Mr. McGinley's Conċuḃar Mac Neasa, pp. 49, 50. [O. Ir. *cess nóiden*, infants' sickness, *i.e.* illness resembling that of childbirth ; hence the proper modern form is ceas naoiḋean.]

ceileaḃraim, I bid farewell (do, to).

cian, *f.*, long time, time ; *advbl. acc.* an gcéin, whilst.

claon-ainṁeaċ, blemished or faulty in form on one side.

claon-dálaċ, of blemished appearance on one side.

clóḋ, *m.*, act of subduing.

cnoc, *m.*, lump, bump, swelling, 51.

coilleaḋ, *m.*, act of destroying ; ar n-a gc., destroyed (of geasa), a usage in which ar n-a gcailleaḋ, lost, is as common.

coillim, I destroy ; *pft. pass.* -eaḋ (of geasa).

coiṁéidiḋ, *pl.*, entire armour. [Coṁ + éideaḋ.]

coiṁéirġe, raising one's self, rising or going forth.

coiṁeolfam, 1 *pl. fut.* of coṁallaim, I fulfil.

coiṁleanṁain, *f.*, following together, following everywhere (?), pursuit (?)

coiniḋe, feminine, of women ? Perhaps from coine, a woman, O'R.

cóiriġṫe, *pl.*, troops arranged in order of battle.

cóirṫe, a pl. form of cóir, order or arrangement of troops ?

ċoiṫiġ, do, 3 *s. pft. ind.* ? [Something like "settled, got fixed" seems to suit the context.]

colg-leadarṫaċ, hacking one's way through battle with the sword.

comain, perhaps for comainn, cumainn, *gen.* of cumann, obligation, benefit ?

crann taḃaill, sling, catapult.

cró-ḟairsing, of wide circumference.

cruaḋaċ, *a.*, steelly, of steel.

crutaire = cruitire, harper.

cruṫ-luaiṁneaċ, of volatile or restless form.

cuinnsgleo, *m.*, combat ; also spelt coinnsgleo.

cumasg, *m.*, fighting, combat (ar, with), 54, 55.
cuṁsgraiḋ ? apparently a term of affection or relationship.

Dáiġ, for, because.
daol-allta, of wild chafer-black appearance.
daorsgar-ḟluaġ, common host, men-at-arms.
deaċad, 1 *s. pres. subj.* of téiḋim, I go; gé ḋ. uait, if (*lit.* though) I depart from you, 54.
deaċar, 1 *s. pres. subj.* of téiḋim, I go.
deaċadaois, 3 *pl. past subj.* of téiḋim, I go.
deaċainn, 1 *s. past subj.* of téiḋim, I go; used as *pres.* = that I may go.
deaċmaois, 1 *pl. past subj.* of téiḋim, I go; used as *pres.*, 21, 42.
d'ḟearsad = d'ḟearadar, 3 *pl. pft.* of fearaim, I give forth, bestow.
dian-ġáiḃteaċ, vehemently fierce, extremely dangerous.
díoṁór, very great.
diongan, 1 *s. fut. depen.* of do-ním, I do or make.
diongnainn, 1 *s. cond. dep.* of do-ním, I do.
do, 17, for dó, to it, in it.
do-ḟreasdail, impossible to attend to or ward off.
do-ġéaḃ, 1 *s. fut.* of do-ġeiḃim, I shall get; ḋ. bás, I shall die, 59.
do-iomġaḃála, impossible to avoid.
do-iongaḃála, impossible to avoid, *properly* inacceptable. Probably a scribal mistake for the preceding word.
doisleitne, bushy [dos + leitne, ger. of leatan, broad, wide. *Cf.* dos-mailgech, Wind.]
donn-ḟuil, red blood; *gen.* -ḟola, 61.
droiḃéal, *f.*, a difficult or impenetrable spot in a wood, &c. [= O. Ir. drobēl, *f.*, difficulty; *dat.* -ēil, Féil. Aug. 26.]

dúr-ḃras, hard and strong, wiry.
dron-dualaċ, of strong mane.

éaċt, *m.*, exploit, great effort of battle.
éadtualang, *m.*, great suffering; *gen.* -aing.
éagcoṁlann, *m.*, unequal contest.
eangnaṁ, *m.*, dexterity at arms; *gen.* -aṁa, 60 (not -aiṁ as given in I. T. S. Dict.).
éan-toirḃeart, one or single birth.
éaraḋ, *m.*, refusal, denial.
easurraḋ, *m.*, rebel (?), insurgent (?)
éiṁġim (éiṁḋim), I renounce, quit; níor éiṁġeas caṫ, I have never shunned battle. [Also éimḋim, éimġim, in fact -ṁ-seems wrong.]
éimiġ, d', 3 *s. pft.*, refused, declined; also spelt d'éimiḋ.
éin-tionól, one blaze (being used of fire).

fair = air, on him; *emph.* fair-siuṁ.
faoiḋ, *f.*, a shout; *pl.* -e.
fás-ḃuiḋean, a phantom host.
feadaḃar, 2 *pl. pft.*, do you know.
ḟéadsad = ḟéadadar, 3 *pl. pft.* of féadaim, I can.
fearb, *f.*, roebuck; *gen.* feirbe.
fearċa, 15 (féarċa = bearded ?). Perhaps something like "hideous" suits the context better. It does not seem to be the *pl.* of fearaċ, knowing, skilful.]
feasdaois, 3 *pl. past subj.* of feasaim, I know.
féiġ, sharp.
feor-ġort = féar-ġort, grass-field, grazing field.
fiaḋnaċ. evident, clear, attested.
fiarlaoid in ar fiarlaoid, wandering.
fionnaim, I ascertain, find out; *imptv. pass.* fionntar.
fionndruine, an ancient Irish metal, an alloy white in colour, "white bronze." [O. Ir. findruine.]

fíor-arrata = fíor-arracta, very powerful.
fóbairt, *f.*, attack.
fóḋṁar, going over the sod (ground) quickly? [Inferred from the context and the word-formation.]
foirḋearg, very red; *gsf.*, 51.
foirḋeargaḋ, *m.*, red flow of blood.
foirniata, eagerly or intently fierce.
foluaiṁneaċ, flying, proceeding so swiftly over the ground as to appear to be going through the air.
forḋronn, *m.*, loin.
forlonnṁar, very bold or fierce.
fosdaḋ, act of being stopped, retained; ar n-a ḟ., retained, stopped.
fria = le n-a, against or to its; bonn fria ḃonn, sole to sole (prostrate so); dóid fria ḋóid, fist to fist (*ib.*), *lit.* sole against its sole, fist against its fist, respectively.
fuaċaidiġe, 15 = fuaċaidiḋe, fuaċaidí, *npl.* of fuaċaid, *f.*, wild woman (?). [Dicts. give "a jilt, a harlot," neither of which senses suits the daughters of Cailitin in the tale. *Cf.*, fuac, a wild person, O'R., *recte* fuaċ ?]
fuair-niġe, act of washing in cold water, 39.
fuile = fuilir, *dep.*, thou art.
fuileóċdaois, 3 *pl. cond.* of fuiliġim, I wound, draw blood by wounding.
fuince, *f.*, a crow.
fuineaḋ, *m.*, setting, declining.
fulaċt, *f.*, a cooking; *npl.* -a.

gaḃáil, *f.*, act of tethering (?); *gen.* -ála; ar feor-ġort gaḃála, in a grazing field where they were tethered? *Cf.* gaḃáil in sense of tying a ship to the mooring-posts of a haven, Tór Ḋ. 7 Ġ.
gaḃaim re, I ward off, am proof against; 3 *s. impft.*, 52.
ga faġairt, whetted dart or spear? faġairt *gpl.* ?

ᵹᴀ ħoıᵹeᴀḋ, deadly dart or spear ? ; oıᵹeᴀḋ *gpl.* ?

ᵹáıꞃḟeᴀḋᴀċ, properly ᵹáıꞃḟeᴀḋᴀċ, *f.*, act of shouting, shrieking.

ᵹᴀıꞃᵹ-ḃeóḋᴀ, fiercely active, fierce in lively combat.

ġᴀıꞃꞅeᴀꝺ, ꞃo = ꞃo ġáıꞃꞅeᴀꝺ, they called, shouted.

ᵹᴀꞅᴀnᴀıḃ, 15, *dpl.* of *gasne*, sprout, shoot (" spross "), sapling, Wind.? Scarcely from ᵹᴀꞅ, a stalk, for the pl. forms of that are always ᵹᴀıꞅ, ᵹᴀꞅꞃᴀ, ᵹᴀꞅꞃᴀċᴀ, &c.

ᵹᴀꞅᴀnꞃᴀıḃ, *dpl.*, stalks, or from *gasne*, sprout, shoot, sapling, Wind.

ᵹéıꞅ, *leg.* ᵹeıꞅ, *f.*, prohibition, tabu.

ᵹıoꝉꝉᴀnꞃᴀḋ, *f. coll.*, young champions, warriors; *gen.* -ᴀıḋe.

ᵹıon ᵹo = cé nᴀċ, although not.

ᵹꝉonn, *m.*, deed; *gen.* ᵹꝉuınn; méᴀꝺ nᵹꝉuınn, the utmost performance.

ᵹnúıꞅ-ḟoıꝉꝉꞅe, *gsf.* of ᵹnúıꞅ-ḟoꝉuꞅ, bright-faced.

ᵹonᴀḋ = ᵹuꞃᴀb, so that it is ; ᵹo + depen. form of ıꞅ.

ᵹoꞅꞇꞃáꞅꞇᴀ, up to this, hitherto. [Still heard in Uls. Orig. ᵹuꞅ ᴀn ꞇꞃáṫ ꞅo.]

ᵹꞃáın, *f.*, ugly or injuring part—*i.e.*, the point of a spear.

ᵹꞃeᴀꝺán, noise of loud talk, babbling.

ᵹꞃoıḋ, *leg.* ᵹꞃoıᵹ, *f.*, stud of horses.

ᵹꞃoıꝺ-ḃıoḋᵹṫᴀċ, swift-startling, blood-curdling.

ᵹuꞅṁᴀꞃ, valiant, doughty.

ıᴀḋᴀıᵹ, ꞃo, better ꞃo ıᴀḋ, closed, encircled. [The -ᴀıᵹ is a provincialism wherewith the scribe has corrupted his text.]

ıꝉċeᴀnn, many a one ; *gpl* = of various ones.

ıꝉꞃeᴀċꞇᴀċ, one of many forms in metamorphosis.

ımᵹeᴀꞃ, 1 *s. pres. subj.* of ımᵹım = ımṫıᵹım, I depart, 40.

ımᵹıꝺíꞅ, ꞃo = ꝺ'ımṫıᵹꝺíꞅ, 3 *pl. impft.*, they used to go.

innille, *npl.* of innill = O. Ir. *indile, f.*, cattle (Strachan's Tain).
iola (?), *m.*, shout, yell; *pl.* -aḋa. O'R. has iolaċ, shouting.
iolġárrṫa = iolġárṫa, various shouts, *pl.* of iolġáir.
iomċoṁarc, *m.*, inquiry, question; i. beaṫaḋ agus sláinte, good wishes, best respects.
iomḟuireaċ, *m.*, act of detaining.
iomġaḃáil, *f.*, act of avoiding or shunning.
iomsgaraḋ, *m.*, mutual parting, farewell to each other. [So O. Ir. *imb-*, *imm-*, *im-*, W. *ym-*.]
iomṫnúṫ, great jealousy or envy; *gen.* -ṫa.
ionṁaoiḋim, 17, probably an error for ionṁaoiḋioṁ, pride, feeling proud of ?; ní dó ċuirim-se ionṁaoi-ḋeaṁ, not with it do I feel elated (?)—the text of the *rosg* is probably corrupt.
ionnraḋ, *m.*, act of ravaging.
ionntlais, *indec.* (?), insertion, inlaying; *gen.*, 48 = inherent (?). [O. Ir. *intlasse.*]
iontoġṫa, suitable for choosing or choice.

labartaċ, awkward, slovenly? *Cf.*, lab, a lip (contemptuously); liobar, a hanging or projecting lip, a slovenly person; liobarnaċ, slovenly, awkward liobarda, slovenly; liobóideaċ, slow, lingering.
lán-aingiḋeaċt, great spitefulness.
laom, *m.*, fierce blast (?); *dpl.* -annaiḃ. [Dicts. give "blaze," but the sense does not suit the present context.]
lat = leat, with you.
leaḃar-sgaoileaḋ, act of spreading far.
líṫ, *f.*, festival day; *hence* great exploit; líṫ ngal, valorous deed.
loisgne, *pl.*, fierce shouts.
loisgneaċa, very loud, prop. burning.
luaiṫ-ḃioḋḃa, *f.*, swift enemy; *gen.* -aḋ.

maġlann, *f.*, plain ; *pl.* -a.
mana, *m.*, cause, occasion.
maoin, *f.*, resources.
mearaiġe, *f.*, mirth, affectionate playfulness.
mo ċean, hail ! welcome !
móirḋíṫim, I cause great want by plundering, I harry, I harass ; *p. pass.* -eaḋ.
mór, *ecl.*, many, much ; governs *gen.*
muḋa, straying ; ar muḋa, a-straying, a-wandering.
muiġim, I overcome ; do ṁuiġ a ġean gáire ar Ċú Ċ., Cu Ch.'s love of laughter overcame him, C. Ch. burst out into hearty laughter.
ṁuiġsead, ro, 3 *pl. pft.*, they have overcome.
muirn, *f.*, affectionate joy, joyous tenderness.

Niaḋ, *gpl.* of nia, *m.*, hero ; used = heroism, strength, in text, as would seem.
neaṁġáiḃteaċ, not dangerous.
niaḋċas, *m.*, heroism ; *gen.* -ais.

Oiḋeaḋ, *m.*, death, fate ; *gen.* -ḋa ; *gpl.* -eaḋ (oiġeaḋ, in ga hoiġeaḋ ?).
oireasaṁ, *m.*, act of stopping, staying.
ollċóiġeaḋ, *m.*, great or chief province (fifth) ; *gpl.*, 51.
on, stain, fault, reproach.

Raḃaḋ, *m.*, forewarning ; *gen.* raḃṫa.
raċ, 1 *s. fut. neg.* of téiḋim, I go.
raċ-sa, 1 *s. fut. neg. emph.* of téiḋim, I go ; ní raċ-sa leó, I won't go with them.
ráiḋe, 2 *s. pres. ind.* of ráiḋim, I say.
reaṫ, *gpl.* of reaṫ (rioṫ ?), revolution, change ? *Cf.*, reaṫ, a revolution or turning about, O'R.
riġim a leas, I need ; *pres. pass.*, 50. [The present leigim a leas (Or.), ruiġ mí 'leas (Rath.), commonly neg. (with ċa).]

ro an = d'ḟan, remained.
rod ċluin, who hears thee, -d being for O. Ir. -*t* 2 *s. infixed pron.*
roiċim, I reach, come to ; *pres. pass.*, 49.
rom = roṁam, before me, forward.
rom ġoin, who wounded me ; -m infixed pron. of 1 s.
rónsad, do, 3 *pl. pft.* of do-ním, I do, make.
ruaṫar-ḃorb, fiercely rushing.
ruiġe, *f.*, arm, span ; ná gaḃann r. mar aon ris 'san gcaṫ céadna, who cannot contend in handigrips with him in the same combat.

Sanas, *m.*, secret knowledge, necromancy ; *gen.* -ais.
saoḃ-ṡlóġ, deceitful (to the eyes) or immaterial host.
saoḃṡúileaċ, angry-eyed.
séad, *m.*, path, journey ; *gen.* -a.
seasdán, *m.*, cry, shout.
séimneaċ, with rivets, riveted.
seirgneaċ, sickly-looking.
seoċa, past them.
sgáiṫ-ḃréag, in *gen.* -ge = of phantasm-falsity, falsely phantasmic.
sgáṫ-ṡluaġ, a shadowy or phantom host.
sgéal-ḃuaiḋearṫa, troubled with tidings ?
sgoṫ-anḃfann, as weak as a flower ?
siaḃarṫa, ghastly, spectral.
siaḃraḋ, *gen.* siaḃarṫa, *m.*, act of becoming phantom-like or ghastly.
sian-ġárrṫa, *npl.* of sian-ġáir, *f.*, a cry, shout, wail.
sím ? [Is this a very late corruption of seimeann, a rivet ?]
sioḃ-ṡúileaċ, angry-eyed. [Recte síoḃ-ṡúileaċ ?]
ḟíorsad, do = do ḟíreadar, they sought.
síorṫa, *npl.* of síoraḋ, *m.*, a search for prey, foray.
síorṫaċ, searching, looking in all directions ?
síoṫ-ḃuiḋean, fairy band ; *pl.* -ne.

sireaċtaċ, plaintively or beguilingly melodious.
síṫe = síḋe, fairy, of fairyland.
siuḃal-ġrod, swiftly moving.
slaod-ġlúineaċ, having lubberly or dragging knees.
so-ḟorḃfaoilteaċ, exceedingly joyful, right gladsome.
so-ġaḃálta, easily harnessed.
splanncaṁail, having or producing sparks; *pl.*, 48.
spré, *f.*, kine, cattle.
sraonaim, I scatter, rout, defeat; *pres. pass.*, 49.
sreang-ṫarrong, act of drawing a spear back by its string.

Táinig, used for tairnig, is finished, has come to an end; 59.
táirnig, 3 *s. pft.*, has come to an end, is finished.
tanaċaḋ, *m.*, act of washing, cleansing; *gen.* -aiḋ. [Spelt tonnaċaḋ in 1. T. S. Dict.]
tánaiġ, *dat.* of táin, *f.*, cattle-spoil; ar dtánaiġ, after a cattle-spoil.
tar air, backwards.
tarḃa = tairḃe, *f.*, profit, benefit, advantage.
tarḃ-ċlár, "bull-board," a part of the ancient Irish chariot.
teibearsnaḋ, *m.*, dropping, drooping (?). [Prob. a modernised corruption of teibearsaim.]
tonn, *f.*, skin, surface; *dat.* in ar tuinn talṁan, on the surface of the earth.
torann-ċleas, "noise feat," a feat of Cuchulainn's.
torċair, 3 *s. pft.*, fell (in battle).
tórruṁaḋ, watch, guard.
tréan-ċosnaṁaċ, *m.*, brave defender.
treaṫan-ṁór (for older triċeaṁ-ruaḋ), fiercely blazing.
treaṫan-ruaḋ (for older triċeaṁ-ruaḋ), fiercely blazing; *gsf.*, 48.
trom-ḟóda for trom-ḟóḋḋa, deep-sodded.

trom-néalġal, heavy swooning (?), 44.
tualang, able.
tugsad = ṫugadar, 3 *pl. pft.* of do-ḃeirim, I give.
tuirṁeaḋ, *m.*, birth, bringing forth ; *gen.* tuirmiġṫe due to Muns. scribe substituting local form for the classical tuirṁiḋ.
túrgaḃáil, *f.*, rising.

Uirḃréagaḋ, act of greatly amusing or cajoling.
uirleasg, very reluctant or loth.
uirṁisneaċ, very courageous ; *adv.*, 52.
uṁaiḋe, of copper or brass.
úr, 15, prob. for úir, *f.*, soil, mould. [Úr is the older form (*nom.*), but of this the dat. úir should appear in text.]
urḃaḋaċ, destructive.
urġárdaḋ, *m.*, entertainment, passing the time pleasantly, joyfulness.
urrainn, *f.*, shaft, staff ? 58. [Perhaps for urlainn (-ann), but *cf.*, urrain, stay, prop, support, I. T. S. Dict.]

# Dinnseanċas.

Árd Maċa, Armagh.

Arcaill, 17, *gen.* ? Perhaps not a proper name. The passage seems corrupt and interpolated.

Áṫ Ala ar Muirṫeiṁne, Ath Ala in Muirtheimhne properly Áṫ Alaḋ ?

Áṫ Foraire (*lit.* the ford of guarding or guarded ford), perhaps = Áṫ Fuaid (also Áṫ Fraoiċ) of the *Tain* ; it was on Sliabh Fuaid, 42.

Áṫ Leaṫan Luain, Athlone.

Baibiolóin, Babylon, now represented by ruins south of Baghdad.

Breaġa, Bregia, the eastern part of Meath ; *gen.* Breaġ.

Cearmna, a part of ancient Meath.

Cnoġḃa, Knowth, Co. Meath.

Críoċa Cruiṫneaċ, the territories of the Picts (of Dalaradia and Scotland) ; *dpl.*, 23.

Críoċ Ḃreaġ Ṁiḋe, the country of Bregia in Meath.

Críoċ Ċuailgne, the territory of Cuailgne (Cooley) in North Louth ; see Cuailnge.

Cruaċain, *gen.* -ċna, *f.*, Rathcroghan, in Co. Roscommon.

Crúnlaċ, later Túrlaċ Luaṫa.

Cuailnge, Cooley, Co. Louth, but more extensive in ancient times, including the northern half of Co. Louth.

Dún, an, 12 = Dún Dealgan.

Dún Dealgan now Móta Ḋealgna (or Ḋealgain), the

Moat of Castletown, 1 mile inland from Dundalk; *gen.* Dúna D., 17.

Dún Deiṫċide, the dun of Deithchide, mother of Cuchulainn, apparently somewhere near Emania; C. traverses the plain of Emania after leaving it, 38.

Eaṁain Ṁaċa, *f.*, Emania, now the Navan Fort, near Armagh; *gen.* Eaṁna.

Eoċaoin, a *tulach* or hill inland in Muirtheimhne; it was probably south of Dun Dealgan whither Cuchulainn proceeded, 11.

Fionnċora, *gen.* -aḋ, 1. Where?

Fóḋla, Erin, Ireland; clár F., 4.

Gáirriḋe, properly Gairriġe, *gen.* of Gairreaċ, *f.*, a hill near Mullingar, acc. to O'Curry.

Gleann an Eoin, E. of Athlone, hence somewhere in Westmeath.

Gleann Mór, N.E. of Gleann an Eoin; Fore in Westmeath was so called, but it may not be the place intended.

Gleann na mBoḋar, perhaps Glenbower, at Slieve Beagh and S. of Clogher, Co. Tyrone, even though that be rather far from Emania, 20, 21, 23, 26, 27; on each occasion Cuchulainn returns to Emania from it, 21, 34; origin of the name, 23. If it be ancient, it may indicate how far Ulidia extended westwards.

Innse Mara Media, the islands of the sea of Media, intended either for those in the Persian Gulf or those in the Caspian Sea.

Locán an Tanaċaiḋ (the pool of washing), somewhere in Muirtheimhne and S. of Ath Foraire on Sliabh Fuaid (42, 54).

Maċaire Conaill, the plain of Co. Louth between Sliabh Bregh and Faughart.

Maġ Breaġ, the plain of Bregia, the eastern part of ancient Meath.

Maġ Cruinn, *dat.* Maiġ Ċruinn, to the N. of Cruachain, in Co. Roscommon.

Maġ Finn, *dat.* (*old acc.*) Maiġ Finn, 8; in Co. Roscommon, between Rathcroghan and Magh Cruinn.

Maġ Maċa, the plain around Emania; *gen.* Maiġe Maċa, 35.

Maġ Muirṫeiṁne, the plain of Co. Louth, &c.; *gen.* Muiġe M.

Miḋe, *f.*, Meath.

Muirṫeiṁne, the plain of Co. Louth, but the territory extended also into Farney in Co. Monaghan.

Ráiṫ Solaḋ, *gen.* Ráṫa S., afterwards named Árd Maċa, 41.

Ros na Ríoġ for Bóinn, Rosnaree on the Boyne.

Sagsa, *pl.*, Saxonland (later England); *dpl.* -aiḃ, 2.

Sliaḃ Cuilinn, Slieve Gullion, in Co. Armagh.

Sliaḃ Fuaid, "Slew Fode" (17th century), Carrigatuke and Aughnagurgan Mts. in Co. Armagh.

Tailte, *f.*, Teltown, Co. Meath; *dat.* -in.

Teaṫfa, properly Teaṫḃa, an ancient territory comprising parts of Westmeath, Longford and King's Co.

Tír Caibdean, in Co. Roscommon; between Tumona and Athlone.

Tuaim Móna, Tumona (Tomona), 2 miles S. of Rathcroghan, Co. Roscommon.

Tulaċ an Ḃulláin, the hill of the Bullan (bowl), somewhere near Emania, 37 (was at Dún Deiṫċide).

Túṗlaċ Luaṫa, 8, a place between Gleann Mor (Fore ?) and Tailte (Teltown), hence probably somewhere in the north-west corner of Co. Meath—*i.e.*, in the district comprising the two baronies of Fore and Upper Kells.

Ulaiḋ, the Ulidians, also Ulidia, an ancient kingdom comprising parts of East Ulster and Co. Louth with Emania as its chief seat ; *gen.* Ulaḋ.



# Pearsantaċt.

Abraċaoin, *gen.*, 55 (um ḟeaċt macaiḃ A.).
Áġ, *m.*, 'Valour.'
Aiṁirgin, 9.

Baḋḃ, ingean Ċailitín, Badhbh, daughter of Cailitin.
Bolcán, *gen.*, -áin, *m.*, Vulcan, the smith (god) of hell; also Bulcán, 57.

Cailitín, *nom.* and *gen.*
Cairbre Nia-fear, a king of Leinster.
Caṫfaḋ (properly Caṫḃaḋ), *gen. id.*, King Conchubhar's druid.
Cealtċar mac Uiṫeaċair, Cealtchar son of U.; *gen.* -air, 20.
Clann Ċailitín; *gen.* Cloinne C.
Coḃṫaċ ceoil-ḃinn an cruitaire, tuneful Cobhthach the harper, 24.
Colla, 17.
Conall Cearnaċ; *gen.* -aill [Ċearnaiġ].
Conċuḃar, king of Ulidia; he was son of Neas; *gen.* -air.
Conċuḃar, 17; mac Finn ṁic Rossa, son of Fionn, son of Ros, 7, if the same person be intended.
Cormac Conluingeas, a son of King Conchubhar.
Ċraoḃ Ruaḋ, an, the Red Branch; *gen.* na Craoiḃe Ruaiḋe, 27, 35. Properly an Ċraoḃruaḋ; *gen.* na Craoḃruaiḋe.
Cuagán, *m.*, pet-form of Cú Ċulainn; *voc.* -áin.
Cú Ċuilleasg, 45; *dat.* Coin Ċ., 46; *gen.* Con C., 47.

Cú Culainn ; *gen.* Con Culainn, Con Ċulainn. 45, Con gCulainn, 48, 52 ; *dat.* Coin Ċulainn, but also Cú Ċulainn (prob. echoing old prepl. acc.), 49, 58 (i gCú Ċ. ; ar Cú Ċ.), and 50 (for Cú Ċ.), &c. ; uninflected in i gcoṁar Cú Ċ. do ṁarḃaḋ, 49.

Cúroí mac Dáire, áirdrí Muṁan, Curoi son of Daire, chief-king of Munster.

Dearg mac Conraoi, Dearg son of Conroi.

Deiċide, *f.*, mother to Cuchulainn.

Deiġṫin, mother of Cuchulainn, 37. [Her name has this form in 23 K 7 which alone contains the lay on 37, 38.]

Dubloingeas ; also an D., 9.

Duḃṡaoileann, " the dark resplendent " steed, sometimes spelt Duḃḟaoileann, but wrongly ; *dat.* Duiḃṡaoileann, 58, showing it to be Duiḃ ṡaoileann (two words) with Duḃ, *f.* [O. Ir. *in Dub Sainglend*, F. Br. 43. A later modernised form *Dub Sithleann* also occurs. The *-ng-* may have been treated like that of iongnaḋ, &c.]

Earc mac Cairbre, *gen.* Eirc ṁic Cairbre ; *voc.* Eirc.

Éiṁear, ingean Fearġail Monaḋ, Eimhear, daughter of Fearghal Monadh ; *gen.* Éiṁre.

Eoċaiḋ Feiḋleaċ, *gen.*-aḋa Feiḋliġ, a king of Ireland, and father of Queen Meadhbh.

Fearġus mac Róiġ, an Ulidian who was an exile in Connacht.

Feirċeirtne file, F. the poet ; also Firċeirtne.

Fiaṁain, 10.

Fionn mac Loinċraois.

Fionn mac Rossa rí Laiġean, Fionn son of Ros, king of Leinster, 7. 10.

Fircearna, 10.

Fraoċ mac Fioḋaiġ, Fraoch son of Fiodhach.

Gailianaċ, one of the Gaileoin, a Firbolg tribe of Leinster; *gpl.*, -áċ, 17.

Gaoḋ, *m.*, ‘Wounding.’

Garḃ-ḃuinne (lit. Rough-torrent or rage).

Geanann Gruaḋsolais, Geanann of the Bright Cheek; *gen.* -ainn.

Laoċ Liaṫṁuine (*lit.* the Hero of Liathmhuine), 10.

Laoġ mac Rianġaḃra, Laogh son of Rianghabhair, Cuchulainn's charioteer; *voc.* a Laoiġ, 47.

Leaḃarċam, King Conchubhar's female attendant.

Leadraḋ, *m.*, ‘Hacking.’

Leoḋ, *m.*, ‘Cleaving.’

Liaṫ Maċa, *m.*, and *f.*, the Grey of Macha, one of Cuchulainn's chariot-steeds; *vm.*, a Léiṫ Ṁaċa, 33; *gen.* an Léiṫ Ṁaċa, *ib.*; *nf.* an Liaṫ Ṁaċa, 34, 52; *df.* Léiṫ Ṁaċa, 58; *nm.*, an Liaṫ Maċa, 32, 33; short form of *vm.*, a Léiṫ, 33; *dm.*, *ib.*

Lot, *m.*, ‘Hurting’ (*i.e.*, wounding).

Luġaiḋ, 10.

Luġaiḋ mac Conraoi, Lughaidh son of Curoi.

Mac Lir, son of Lear (the sea), *i.e.*, Manannan, 16.

Maicniaḋ mac Finn, M. son of Fionn, 49, 52; also 7, 17 (Maicniaḋ).

Maine, seven sons of Oilioll and Meadhbh so named, 17.

Manar, *m.*, *gen.* -air, Manannan, the Neptune of the ancient Irish. [Manar and Manarán occur in modern verse.]

Meaḋḃ Ṁuaċáin, the celebrated Queen Meadhbh of Connacht; *gen.* Meiḋḃe.

Niall, 10.
Niaṁ inġean Ċealtċair, Niamh, daughter of Cealtchar; *gen.* Néiṁe inġine Ċealtċair, 29.

Oileall. *gen.* a, husband of Queen Meadhbh.

Sualtaċ, *gen.* -aiġ, father to Cuchulainn.

Táin Bó Cuailgne, *gen.* Tána, &c.

Urċraḋ. *m.* (?), ‘Loss.’



